23 ¶ Agus do chumadar searbhfhogh-
antuighe Amon feall na aghaidh, agus do
mharbhadar an rígh iona thigh féin.
24 Agus do mharbhadar dáoine na
tíre an luchd sin uile do rinne feall a
naghaidh an rígh Amon; agus do rinn-
eadar dáoine na tíre rígh do Iosiah a
mhac na aít.
25 ¶ Anois an chuid oile do ghníomh-
uibh Amon noch do rinne sé, nach bhfuilid
síad scríobhtha a leabhar croinice ríogh
Iúdah?
26 Agus do hadhlaiceadh iona thúama
é a ngáirdín Ussa: agus do bhí Iosiah a
mhac na rígh na áit.

## CAIB. XXII.

*Athnúadhughadh an teampuill agus sheirbhis Dé, tre chúram Iosias.*

DO *bhí* Iosiah ochd mblíadhna dáois a
núair do thosuigh a ríghe, agus do
ríoghaidh áon bhlíadhuin déug ar fhithchid
ann Ierusalem. Agus *do bé* ainm a mhath-
ar Iedidah, inghean Adaiah ó Bhoscat.
2 Agus do rinne sé *an ní fa* mhaith a
radharc an Tighearna, agus do shiubhail
sé a nuile shlighthibh a athar Dáibhi, agus
níor fhill sé do leathtaoibh ar a láimh
dheis nó ar a láimh chlé.
3 ¶ Agus tárla annsa nochdmhadh
bliadhuin déug don rígh Iosiah, *gur* chuir
an rígh Saphan mac Asaliah, mhic Mess-
ullam, an scribhneóir, go tigh an Tigh-
earna, gha rádh,
4 Eírigh súas go Hilciah an tárdshagart,
go náirimh sé an tairgiod tugadh go tigh
an Tighearna, noch do chruinnigheadar
luchd coimheáda an doruis ón phobal:
5 Agus tugaidís a láimh luchd déanta
na hoibre é, agá bhfuil féuchuin ós cionn
tighe an Tighearna: agus tugaidíssion é
don luchd oibre noch *atá* a ttigh an Tigh-
earna, do leasughadh bristeadhadh an
tighe,
6 Do sháoruibh crainn, agus do áos
déanta an tighe, agus do shaóruibh cloch,
agus do cheannach adhmuid, agus chloch
snoighte daithdhéanamh an tighe.
7 Acht cheana ní dhéarnadh cuntus ar
bith riú fan nairgiod tugadh air a láimh,
do bhrígh go ndéarnadar fírinne.
8 ¶ Agus a dubhairt Hilciah an tárd-
sagart ré Saphan an scribhneóir, Fuair
mé leabhar an dlighe a ttigh an Tigh-
earna. Agus thug Hilciah an leabhar go
Saphan, agus do léigh sé é.
9 Agus tháinic Saphan an scribhneóir
gus an rígh, agus thug scéula chum an
rígh a rís, agus a dubhairt, Do chruinnigh-
eadar do sherbhísigh an tairgiod fríth
annsa tigh, agus thugadar é a láimh na
druinge atá ag déanamh na hoibre, agá
bhfuil fuirfheithiomh ós cionn thighe an
Tighearna.
10 Agus do thaisbeín Saphan an scribh-
neóir don rígh, gha rádh, Thug Hilciah an
sagart leabhar dhamhsa. Agus do léigh
Saphan é a lathair an rígh.
11 Agus tárla, a nuáir do chúala an
rígh bríathra leabhair an dlighe, gur bhris
sé a eádach.
12 Agus dfúagair an rígh do Hilciah an
sagart, agus do Ahicam mac Saphan, agus
do Achbor mhac Michaiah, agus do
Shaphan an scribhneóir, agus do Asahiah
serbhíseach don rígh, dhá rádh,
13 Eirghidhe, fiafruighidh don Tigh-
earna air mo shonsa, agus ar son an
phobail, agus ar son Iúdah uile, a ttaobh
bhríathar an leabhairso do fríth: óir *is*
mór fearg an Tighearna atá ar na
hadhadh ar naghaidh, do bhrígh nar
umhluigheadar ar naithre do bhríathruibh
an leabhairso, do dhéanamh a nuile neithe
dá bhfuil scríobhtha dar ttaóibh.
14 Mar sin do chuáidh Hilciah an
sagart, agus Ahicam, agus Achbor, agus
Saphan, agus Asahiah, go Huldah an
bhanfháigh, beán Shallum mhic Ticbhah
mhic Harhas, fear coimhéada na néud-
uigheadh; (anois do comhnuigh sí ann
Ierusalem annsa choláisde); agus do
labhradar ría.
15 ¶ Agus a dubhairt sisi ríu, Is marso
a deir an Tighearna Día Israel, Innsidh
don duine do chuir chugamsa sibh,
16 Is marso a deir an Tighearna,
Féuch, do bhéara mé olc ar a náitsi, agus
air a háitreabhuibh, uile bhríathra an
leabhair do léigh rígh Iudah:
17 Do bhrígh gur threígeadar mé, agus
gur loisgeadar túis do dheeibh oile, chor
go mbrostuigheadís misi chum feirge le
uile oibreacha a lámh; uimesin lasfuidh
mfearg a naghaidh na háitesi, agus ní
mhúchfuighthear í.
18 Acht re rígh Iudah noch do chuir
sibhsi dfiafruighe don Tighearna, is mar-
so a déarthaoi ris, Is marso a deir an
Tighearna Día Israel, *A ttaobh* na
mbríathar do chúaluidh tú;
19 Do bhrígh go raibh do chroidhe
máoth, agus gur umhluigh tú thú féin a
lathair an Tighearna, a nuáir do chúala
tú cred do labhair misi a naghaidh na
háitesi, agus a nagháidh a haitreabhach,
go mbéidis na bhfásach agus na mallachd-
uin, agus gur réub tú héadach, agus gur
ghuil tú am fhíadhnuise; do chúala misi
mar an gcéadna *thú*, a deir an Tighearna.
20 Féuch, ar a nadhbharsin, cruinneoch-
adsa thú a bhfochair haithreadh, agus
cruinneochar chum húaighe thú go síoth-
chanta; agus ní fhaicfid do shúile an lán

uile do bhéaras mé ar a náitsi. Agus thugadar scéula a rís chum an rígh.

## CAIB. XXIII.

*Do scrios Iosiah fás-chreideamh na tíre.*

AGUS do chuir an rígh fios amach, agus do chruinnigheadár chuige sinnsir Iudah uile agus Ierusalem.

2 Agus do chúaidh an rígh súas go tigh an TIGHEARNA, agus daóine Iúdah uile agus uile áitreabhuigh Ierusalem maille ris, agus na sagairt, agus na fáighe, agus an phobal uile, beag agus mór: agus do léigh sé iona cclúasaibh uile bhríathra leabhair an chunnartha noch fríth a ttigh an TIGHEARNA.

3 ¶ Agus do sheas an rígh ag piléur, agus do rinne sé cunnradh a lathair an TIGHEARNA, do shiubhail a ndiáigh an TIGHEARNA, agus a aitheanta agus a fhíadhnuiseadha agus a reachda do choimhéud maille ré *na* nuile croidhe agus re *na* nuile anum, chum bríathra an chunnarthasa do choimhlíonadh noch do bhí scríobhtha annsa leabharso. Agus do sheasadar an pobal uile air an ccunnradh.

4 ¶ Agus do aithin an rígh do Hilciah an tardshagart, agus do shagartaibh an dara huird, agus do choímhéuduibh an doruis, na huile shoíthighe do rinneadh do Bhaal, agus don gharrán, agus do shlúagh neimhe uile do thabhairt amach as teampall an TIGHEARNA: agus do loisg sé íad táobh amuich do Ierusalem a machairibh Cidron, agus rug a lúaith leis go Bétel.

5 Agus do chuir sé síos na sagairt iodhaladhartha, noch do órduigheadar righthe Iúdah do losgadh túise annsna háitibh árda a ccaithreachaibh Iúdah, agus annsna háitibh fa ccuairt timchioll Ierusalem; an mhuinntir fós do loisgeadh túis do Bhaal, don ghreín, don ghealuidh, agus do na pláinéaduibh, agus do shlúagh neimhe uile.

6 Agus thug sé amach an garrán ó thigh an TIGHEARNA, taobh amuich do Ierusalem, go habhuinn Cídron, agus do loisg ag abhuinn Cídron é, agus do rinne lúaithreadh dhe, agus do chaith an lúaithreadh ar uáighibh chloinne an phobail.

7 Agus do bhris sé síos tigh na Sodomſteach, noch *do bhí* láimh re tigh an TIGHEARNA, mar a ndéanadh na mná figheacháin don gharrán.

8 Agus thug sé na sagairt uile as caithreachaibh Iúdah, agus do shaluigh na háite arda mar an loisgedís na sagairt túis, ó Ghebo go Beer-seba, agus do bhrís síos na háite árda na ngeatadh *do bhí* a ndul a steach gheata Iosua úachdarán na caithreach, noch *do bhí* ar an láimh chlé do gheata na caithreach.

9 Gidheadh ni thangadar sagairt na náiteach nárd súas go haltóra an TIGHEARNA ann Ierusalem, achd a dúadar don narán gan loibhín a measg a ndearbhráithreach.

10 Agus do thruáilligh sé Tophet, noch *atá* a ngleann chloinne Hinnom, iondus nach budh fhéidir lé héanduine a thabhairt air a mhac nó ar á inghin dhul thríd an tteine go Molech.

11 Agus rug se leís ná heich thugadar ríghthe Iúdah don ghréin, a ndul a steach thighe an TIGHEARNA, láimh ré seómra Natan-melech an seomradóir, noch *do bhí* san bhaile amuich, agus do loisg sé carbuid na gréine le teine.

12 Agus na haltora do *bhí* a mullach séomra úachdaruigh Ahas, noch do rinneadar ríghthe Iúdah, agus na haltóra do rinne Manasseh a ndá chúirt thigh an TIGHEARNA, do réub an rígh, agus do bhris síos as sin *íad*, agus do chaith a lúaithreadh a nabhuinn Cidron.

13 Agus do mhill an rígh na háite árda do *bhí* as coinne Ierusalem, noch *do bhí* ar an láimh dheis do shlíabh an truaillighthe, noch do rinne Solamh rígh Israel do Astoret adhfhúathmhaireachd na Sidónianach, agus do Chemos adhfhúathmhaireachd na Móabiteach, agus do Mhilchon adhfúathmhaireachd chloinne Ammon.

14 Agus do bhris sé na híomháighe a mblodhuibh, agus do ghéarr sé síos na garráin, agus do líon sé a náiteach do chnámhuibh dáoine.

15 ¶ Tuilleamh fós, a naltoír do *bhí* a Mbétel, *agus* a náit árd do rinne Ieroboam mhac Nébat, noch thug ar Israel peacughadh, a naltóir aráon agus a náit árd do bhrís sé síos, agus do loisg a náit árd, *agus* do rinne lúaithreadh *dhí*, agus do loisg an garrán.

16 Agus mar do iompóigh Iosiah é féin, do chonnairc sé na túamadha do *bhí* ann sin ann sa tslíabh, agus do chuir fios, agus do thóg na cnámha amach as na húaighibh, agus do loisg ar a naltóir *íad*, agus do thrúaill í, do réir bhreithre an TIGHEARNA noch dfhúagair óglach Dé, noch do réumhráidh na bríathrasa.

17 Ann sin a dubhairt sé, Cred é an tioda sin do chím? agus do innsiodar muinntir na caithreach, *Se so* tuama óglaich Dé, noch tháinic ó Iúdah, agus dfúagair na neithesi do rinne tusa a naghaidh altóra Bhetel.

18 Agus a dubhairt seision, Léigidh dhó, na corruigheadh duine air bith a chnamha. Mársin do leígeadar dá chnámhuibh úatha, maille re cnámhuibh an nfáigh thainic ó Shamária.

19 ¶ Agus mar an gcéadna tighthe na náiteach nárd uile do *bhí* a ccaithreachaibh Shamária, noch do rinneadar righthe Israel do bhrostughadh *an* TIGHEARNA chum feirge, do chuir Iosiah as íad, agus do rinne sé riú do reir a nuile ghníomh do rinne sé a Mbétel.

20 Agus do mharbh sé sagairt na naíteach nárd uile do *bhí* annsin ar na haltórnibh, agus do loisg sé cnámha dáoine orra, agus dfill sé go Hierusalem.

21 ¶ Agus do aithin an rígh don phobal uile, gha radh, Coimhéuduigh an cháisg da bhur TTIGHEARNA Día, mar *atá* scríobhtha annsa leabhairso an chunnartha.

22 Go deimhin níor coimhéadadh a léitheid sin do cháisg ó laéthibh na mbreitheamh do rinne breitheamhnus air Israel, nó ar feadh uile laétheadh ríogh Israel, nó ríogh Iúdah;

23 Acht annsa nochdmhadh blíadhuin déug don rígh Iosiah, *ann ar* congmhadh an cháisgsi don TIGHEARNA ann Ierusalem.

24 ¶ Tuilleamh fós *luchd* na leannáin síthe, agus an luchd fáistine, agus na híomhaighe, agus na híodhuil, agus gach uile adhfhúathmhaireachd do fríth a ttír Iudah agus ann Ierusalem, do chuir Iosiah ar ccúl íad, chor go ccoimhlíonfadh sé bríathra an dlighe noch do bhí scríobhtha annsa leabhar do fúair Hilciah an sagart a ttigh an TIGHEARNA.

25 Agus ní raibh rígh cosmhuil ris roimhe, do iompóigh chum an TIGHEARNA maille re na uile chroidhe, agus le na uile anum, agus le na uile neart, do réir dhlighe Mhaoise uile; agus níor éirigh *éanduine* na dhiáigh cosmhuíl ris.

26 ¶ Gidheadh níor fhill an TIGHEARNA ó chuthach a fheirge móire, le ar hadhnadh a fhearg a naghaidh Iudah, tre mhéud an bhrostuighthe lear bhrostuigh Manasseh é.

27 Agus a dubhairt an TIGHEARNA, atharrochuidh mé Iudah fós as mo radharc, mar do atharruigh mé Israel, agus teilgfe mé uáim an chathairsi Ierusalem noch do thogh mé, agus an tigh a ndubhairt mé, Biaidh mainm ann.

28 ¶ Anois an chuid oile do ghníomhuibh Iosiah, agus a ndéarna sé uile, nach bhfuilid síad scríobhtha a leabhar croinice ríogh Iudah?

29 ¶ Iona laethibhsion do chuáidh Pharao-Nechoh rígh na Hegipte súas a naghaidh rígh na Hassíria go nuige an sruth Euphrates: agus do chuáidh an rígh Iosiah iona aghaidh; agus do mharbh seision é a Megiddo, a núair do chonnairc sé é.

30 Agus rugadar a mhuinntir leó é a ccarbad, marbh ó Mhegiddo, agus thugadar go Hierusalem é, agus do adhlaiceadar é iona thuama féin. Agus do ghlacadar daóine na tíre Iehoahas mac Iosiah, agus dó ungadar é, agus do rinneadar rígh dhe a nait a athar.

31 ¶ *Do bhí* Iehoahas trí blíadhna fithchiod daóis a núair do thosuigh sé a righe; agus do ríoghaidh trí mhí ann Ierusalem. Agus *do bé* ainm a mhathar Hammutal, inghean Ieremiah ó Libnah.

32 Agus do rinne sé *an ní dob* olc a radharc an TIGHEARNA, do réir gach a ndearnadar a aithre.

33 Agus do chuir Pharao-nechoh a ccuibhreach é a Riblah a ttír Hamat, chor nach mbiádh na rígh ann Ierusalem; agus do chuir an tír fá dhuibhchíos ceud tallann airgid, agus tallainn óir.

34 Agus do rinne Phárao-nechoh rígh do Eliacim mac Iosiah a náit Iosiah a athar, agus thug Iehoiacim dainm air, agus rug Iehoahas leis: agus thainic don Négipt, agus déug sé annsin.

35 ¶ Agus thug Iehoiacim an tairgiod agus an tór do Phárao; agus do rinne gearradh air a tír díoc a nairgid do réir aithne Pharaoh: do thabhuigh sé an tairgiod agus an tór ar mhuinntir na tíre, ar gach uile dhuine do réir a ghearrtha, re thabhairt do Pharao-nechoh.

36 ¶ *Do bhí* Iehoiacím cúig bhlíadhna fithchiod daois a nuáir do thosuigh a ríghe; agus do ríoghaidh éain blíadhuin déug ann Ierusalem. Agus *do bé* ainm a mhathar Sebudah, inghean Phedaiah ó Rumah.

37 Agus do rínne sé *an ní fa* holc a radharc an TIGHEARNA, do réir gach a ndéarnadar a aithre.

## CAIB. XXIV.

*Cionfáth bhraighdionus Bhaibiloin.*

IONA láethibhsion tháinic Nebuchadnessar rígh na Babiloine súas, agus iar mbeith do Iehoiacim na shearbhfhoghantuigh dhó ar feadh thrí mbliadhan: annsin do iompóigh sé agus do chuáidh a ccogadh na aghaidh.

2 Agus do chuir an TIGHEARNA buidhne do na Chaldeeanachaibh, agus buidhne do na Sirianachaibh, agus buidhne do na Móabíteacháibh, agus buidhne do chloinn Ammon, agus do chuir sé íad a naghaidh Iúdah dá sgríos, do réir bhreithre an TIGHEARNA, noch do labhair sé tre na shearbhfhoghantuibh na faighe.

3 Go deimhin is lé haithne an TIGHEARNA tháinic *so* ar Iúdah, *dá* nátharrach as a radharc, ar son pheacaidh Mhanasseh, do réir a nuile ní dá ndéarna sé;

4 Agus mar an gcéadna ar son na fola neimhchiontuigh noch do dhoirt sé: (óir do líon sé Ierusalem le fuil neimhchiontuigh); nach maithfeadh an TIGHEARNA.

5 ¶ Anois an chuid oile do ghníomhuibh

Iehoiacim, agus a nuile ní dá ndéarna sé, nach bhfuilid síad scríobhtha a leabhar cròinice ríogh Iudah?

6 Mar sin dó choduil Iehoiacim a bhfochair a aithreadh: agus do bhí Iehoiachin a mhac na rígh na áit.

7 ¶ Agus ní tháinic rígh na Hégipte a rís nios mó as a thír féin: óir do ghabh rígh na Babilóine ó shrúth na Hégipte go nuige a nabhuinn Euphrates an mhéid do ghabh le rígh na Hégipte.

8 ¶ *Do bhí* Iehoiachin ochd mblíadhna déug daóis a núair do thosuigh a ríghe, agus do rioghaidh ann Ierusalem trí mhí. Agus *do bé* ainm a mhathar Nehusta, inghean Elnatan ó Ierusalem.

9 Agus do rinne sé *an ní fa* holc a radharc an TIGHEARNA, do réir a nuile ní da ndéarnuidh a aithre.

10 ¶ Annsa namsa thangadar muinntir Nebuchadnessar rígh na Babilóine súas a naghaidh Ierusalem, agus do chuireadar slúagh timchioll air an ccathruigh.

11 Agus tháinic Nebuchadnessar rígh na Babilóine a naghaidh na caithreach, agus do shuigh a mhuinntir na bun.

12 Agus do chuáidh Iehoiachin rígh Iúdah amach chum rígh na Babilóine, é féin, agus a mhathair, agus a shearbhfhoghantuighe, agus a phrionnsadha, agus a oifigidh: agus do ghabh rígh na Babilóine é annsa nochdmhadh bliadhuin dá righe.

13 Agus rug sé leis as sin ionnmhus thighe an TIGHEARNA uile, agus ionnmhus thighe an rígh, agus do ghéarr sé na mblodhuibh a nuile shoitheach óir do rinne Solamh rígh Israel a tteampall an TIGHEARNA, mar a dubhairt an TIGHEARNA.

14 Agus do rug sé Iérusalem uile leis, agus na prionnsadha uile, agus an nuile dhuine árrachda a ngaisgidh, *eadhon* deich míle bráighe, agus an luchd ceirde uile agus na gaibhne: níor fhan duine, achd an luchd budh boichde do dháoine na tíre.

15 Agus rug sé Iehoiachin leis don Bhabilóin, agus mathair an rígh, agus mná an rígh, agus oifigidh, agus cumhachduigh na tíre, rug sé *íad sin* leis a mbraighdionus ó Ierusalem don Bhabilóin.

16 Agus a nuile dhuine cumhachdach, seachd míle *fear*, agus luchd ceirde agus gaibhne míle, gach *a raibh* láidir abuidh chum cogaidh, rug rígh na Babilóine leis íad a láimh don Bhabilóin.

17 ¶ Agus do rinne rígh na Babilóine rígh do Mhattaniah dearbhrathair a athar iona áit, agus do athruigh sé a ainm go Sedeciah.

18 *Do bhí* Sedeciah blíadhuin agus fithche daóis a nuáir do thosuigh sé a ríghe, agus do rioghaidh éainbhlíadhuin déug ann Ierusalem. Agus *do bé* ainm a mhathar Hamutal inghean Ieremiah ó Libnah.

19 Agus do rinné sé *an ní fa* holc a radharc an TIGHEARNA, do reír gach einneithe dá ndearnuidh Iehoiachín.

20 Oír is tré fheirg an TIGHEARNA tháinic sin a ccrích air Ierusalem agus air Iúdah, nó gur theilg sé amach as a radharc íad, go ndeachuidh Sedeciah a ccogadh a naghuidh rígh na Babíloine.

## CAIB. XXV.

*Braighdionus Bhaibioloin 70 bliadhan.*

AGUS tárla annsa naómhadh blíadhuin dá rioghachd, annsa deichmhadh mí, ar an deichmhadh *lá* don mhí, *go* ttáinic Nebuchadnessar rígh na Babilóine, é féin, agus a shlúagh uile, a naghaidh Ierusalem, agus do shuighidh se a shlúagh na bun; agus do rinneadar puirt na haghuídh timchioll fa ccuairt.

2 Agus do bhádar a mbun na caithreach nó go ttáinic an táonmhadh bliadhan déag do ríghe Shedecíah.

3 Agus ar an náomhadh *lá* don *cheathramhadh* mí, do bhúadhuigh an ghorta annsa ccathruigh, agus ní raibh éinghreim aráin ag muinntir na tíre.

4 ¶ Agus do briseadh an chathair súas, agus do theitheadar luchd an *choguidh* eile san noídhche a slighe an gheata eidír an dá bhalla, noch *atá* láimh re gáirdin an rígh: (anois *do bhádar* na Caildeánuigh a naghaidh na caithreach timchioll fa ccuáirt): agus dimthigh *an rígh* annsa tslighe leath ris an réiteach.

5 Agus do leanadar slúagh na Gcaildeánach a ndiaigh an rígh, agus rugadar air a réiteach Iericho: agus do bhí a shlúagh uile spréidhte úadh.

6 Mar sin do ghabhadar an rígh, agus rugadar súas go rígh na Babalóine é go Riblah; agus rugadar breitheamhnus air.

7 Agus do mharbhadar mic Shedeciah as coinne a shúl, agus do bheanadar a shúile as Sedeciah, agus do cheangladar é le boltaighibh práis, agus rugadar leó don Bhabilóin é.

8 ¶ Agus annsa ccuigeadh mí, ar an seachdmhadh *lá* don mhí, (noch *ar bhí sin* an naomhadh blíadhuin déug do Nebuchaduessar rígh na Babilóine), thainic Nebusar-adan, caiptín an ghárda, searbhfhoghantuigh do rígh na Babilóine, go Hierusalem:

9 Agus do loisg se tigh an TIGHEARNA, agus tigh an rígh, agus tighthe Ierusalem uile, agus tigh gach *éanduine* mhóir do loisg sé lé teine.

10 Agus slúagh na Ccaildeánach uíle do *bhí a bhfochair* chaiptín an ghárda, do

bhriseadar síos balladha Ierusalem tim-
chioll fa ccuairt.
11 Anois an chuid oile do na dáoinibh
*do* fhágbhadh annsa ccathruigh, agus na
teithmhigh dimthigh rompa go rígh na
Babilóine, maille ré fuighioll an phobuil,
do rug Nebusar-adan caiptin an ghárda
leis íad,
12 Acht dfág caiptín an ghárda cuid do
bhochduibh na tíre *do bheith* ag deasughadh
físeamhna agus na luchd sáothair.
13 ¶ Agus do bhriseadar na Caldeán-
uigh a mblodhuibh na pileir phráis do bhí
a ttigh an TIGHEARNA, agus na básuidhe,
agus a nfairge phrais do *bhí* a ttígh an
TIGHEARNA, agus rugadar an bprás leó
don Bhabilóin.
14 Agus rugadar leó na potadha, agus
na slúaiste, agus na glantóirigh, agus na
líacha, agus na huile shoithighe práis lé
bhfritheolaidis.
15 Agus rug caiptín an gharda leis na
hioghne gríosaidh, agus na bulladha, *agus*
gach a ndéarnadh dór, *an* ór, agus dairgiod,
*an* airgiod.
16 An dá philéir, a nfairge, agus na
básadha noch do rinne Solamh do thigh
an TIGHEARNA; ní raibh coimse ar phrás
na soitheachso uile.
17 *Do bé* áirde éan philéir amháin ochd
ccubhaid déug, agus *budh* phrás an
clúdadh do bhí air: agus do bé áirde
an chlúduigh trí cubhaid; agus do bhí an
líonobair fhighte, agus an pomegranat
ar an gceann tímchioll fa ccuairt, uile do
phrás: agus do bhí a leitheid so air an
dara piléar gun a obair fhighte.
18 ¶ Agus do ghabh caiptín an ghárda
Seraiah an tárdshagart, agus Sephaniah an
dara sagart, agus triúr coimhéuduigh an
doruis:
19 Agus rug sé leis as an gcathruigh
oifigeach, do cúireadh ós chionn an luchd
cogaidh, agus cúigear do na daóinibh
do bhíodh a lathair an rígh, noch fríth
annsa ccathruigh, agus scribhneóir prinn-
siopalta an tslóigh, noch dairmheadh daóine
na tíre, agus trí fithchid fear do mhuinntir
na tíre fríth annsa ccathruigh.
20 Agus do ghlac Nebusaradan caiptín
an Ghárda íad so, agus thug leis íad go
rígh na Babiloine go Riblah:
21 Agus do bhuáil rígh na Babilóine
íad, agus do mharbh sé íad ann Riblah a
ttír Hamat. Mar sin rugadh Iúdah ar
siubhal as a ttír féin.
22 ¶ Agus *ar son* na ndaóine dfan a
ttír Iúdah, noch do fhág Nebuchadnessar
rígh na Babilóine, ós a ccionn sin fós
dórduigh sé Gedaliah mac Ahicam, mhic
Saphan, na uachdarán.
23 Agus an tan do chúaladar caiptínigh
na slógh uile, íad féin agus a muinntir, go
ndéarna rígh na Babilóine uachdarán do
Ghedaliah, thangadar chum Gedaliah go
Mispah, eadhon Ismael mac Netaniah,
agus Iohanán mac Careáh, agus Seraiah
mac Tanhumet an Netophatíteach, agus
Iaasaniah mac an Mhaachatitigh, íad féin
agus a ndaóine.
24 Agus do mhionnuigh Gedaliah
dhóibh, agus dá ndaóinibh, agus a dubhairt
ríu, Ná bíodh eagla oruibh bheith bhur
searbhfhoghantuibh ag na Cailldeánach-
aibh: áitighidh annsa bhfearann, agus
freastaluigh rígh na Babilóine; agus rach-
aidh go maith dhaóibh.
25 Agus tárla annsa seachdmhadh mí,
go ttainic Ismael mac Netaniah, mhic
Elisama, doh tsíol ríogha, agus deith-
neamhar fear leis, agus do bhuáil sé Ge-
daliah, gur éug sé, agus na Iúduighe agus
na Caildeanuigh do bhí na fhochair a
Mispah.
26 Agus do éirgheadar an pobal uile,
eidir bheag agus mór, agus caiptínigh na
slógh, agus do chúadar don Négipt: óir do
bhí eagla na Ccaildeánach orra.
27 ¶ Agus tárla an seachdmhadh
bliadhuin déug ar fhithchid do phríosun-
achd Iehoiachin rígh Iúdah, annsa dara mí
déug, ar an seachdmhadh *lá* fithchiod don
mhí, *gur* thóg Ebhilmerodach rígh na Ba-
bilóine annsa bhlíadhuin ar thosuigh a
ríghe ceann Iehoiachin righ Iudah súas as
príosún;
28 Agus do labhair sé go cinéulta ris,
agus do chuir a chathaóir ríogha ós cionn
chathaóireach ríghthe oile do *bhí* na
fhochair a Mbabilóin;
29 Agus do athruigh sé a chulaidh
príosúntachda: agus a duáigh sé arán dá
lathair do ghnáth ar feadh uile láetheadh a
bheatha.
30 Agus *bá hé* a bheatha, beatha do
hórdugheadh dhó go gnáthach ón rígh,
cuid laétheamhuil a naghaidh gach laói,
ar feadh uile láetheadh a bheatha.

# An Cheud Leabhar do na CROINICLIBH.

## CAIB. I.

*Na Ginealuigh ó Adhaimh, go nuige Iacob.*

ADHAMH, Set, Enos,
2 Cénan, Mahalaleel, Iered,
3 Henoch, Metusaleh, Lamech,
4 Noah, Sem, Ham, agus Iaphet.
5 ¶ Mic Iaphet; Gomer, agus Magog,
agus Madai, agus Iabhan, agus Tubal,
agus Mesech, agus Tiras.
6 Agus mic Gomer: Aschenas, agus
Riphat, agus Togarmah.
7 Agus mic Iabhan; Elisa, agus Tarsis,
Cittim, agus Dodanim.
8 ¶ Mic Ham; Cus, agus Misraim,
Put, agus Canaan.
9 Agus mic Chus; Seba, agus Habhi-
lah, agus Sabta, agus Raamah, agus Sab-
techa. Agus mic Raamah; Seba, agus
Dedan.
10 Agus do ghin Cus Nimrod: do
thosuigh sé ar a bheith cumhachdach ar an
ttalumh.
11 Agus do ghin Misraim Ludim, agus
Ananim, agus Lehabim, agus Naphtuhim,
12 Agus Patrusim, agus Casluhim,
(ó ttangadar na Philistinigh), agus Caph-
torim.
13 Agus do ghin Canaan Sidon a chéid-
ghin, agus Het,
14 An Iebusiteach mar an gcéadna,
agus an Tamoriteách, agus an Girgasi-
teach,
15 Agus an Hibhiteach, agus an Tarch-
iteach, agus an Siniteach,
16 Agus an Tarbhadíteach, agus an
Semariteach, agus an Hamatiteach.
17 ¶ Mic Sheim; Elam, agus Asur,
agus Arphacsad, agus Lud, agus Aram,
agus Us, agus Hul, agus Géter, agus
Mesech.
18 Agus do ghin Arphacsad Sélah, agus
do ghin Selah Eber,
19 Agus rugadh días mac do Eber:
*dob é* ainm áoin díobh Peleg; (do bhrígh
gurob iona laéthibh do roinneadh an
talamh); agus *do bé* ainm a dhearbhrathar
Ioctan.
20 Agus do ghin Ioctan Almodad, agus
Seleph, agus Hasarmabhet, agus Ierah,
21 Hadoram mar an gcéadna, agus
Usal, agus Diclah,
22 Agus Ebel, agus Abimael, agus Séba,
23 Agus Ophir, agus Habhilah, agus
Iobab. *Dob* íad so uile mic Ioctan.

24 ¶ Sem, Arphacsad, Selah,
25 Eber, Peleg, Reu,
26 Serug, Nahor, Terah,
27 Abram; sé sin Abraham.
28 Mic Abraham; Isaac, agus Ismael.
29 ¶ Síadso a nginealuigh: Céidghin
Ismael, Nebaiot; annsin Cedar, agus Ad-
beel, agus Mibsam,
30 Misma, agus Duma, Massa, Hadad,
agus Tema,
31 Ietur, Naphis, agus Cedemah. Is
iad so mic Ismael.
32 ¶ Anois mic Cheturáh, leannán
Abraham: rug sí Simran, agus Iocsan,
agus Medan, agus Midian, agus Isbac,
agus Súah. Agus mic Iocsan; Seba, agus
Dedan.
33 Agus mic Mhidian; Ephah, agus
Ephar, agus Henoch, agus Abida, agus
Eldaah. Mic Chetúrah íadso uile.
34 ¶ Agus do ghin Abraham Isaac.
Mic Isaac; Esau agus Israel.
35 Mic Esau; Eliphas, Reúel, agus Ieus,
agus Iaalam, agus Córah.
36 Mic Eliphas; Teman, agus Omar,
Sephi, agus Gatam, Cenas, agus Timnah,
agus Amalec.
37 Mic Reúel; Nahat, Serah, Samnah,
agus Missah.
38 ¶ Agus mic Seir; Lotan, agus Sobal,
agus Sibeon, agus Anah, agus Dison, agus
Eser, agus Disan.
39 Agus mic Lotan; Hóri, agus Homam:
agus *do bí* Timna deirbhshíur Lótan.
40 Mic Shóbal; Alian, agus Manahat,
agus Ebal, agus Séphi, agus Onam. Agus
mic Shibeon; Aiah, agus Anah.
41 Mic Anah; Dison. Agus mic Dhi-
son; Amran, agus Esban, agus Itran, agus
Cheran.
42 Mic Eser; Bilhan, agus Sabhan, *agus*
Iacan. Mic Dhisan; Us, agus Aran.
43 ¶ Anois *a* síadso na ríghthe do
ríoghuidh a ndúithche Edom suil do ríogh-
uidh rígh *air bith* ós chionn chloinne Is-
rael; Béla mac Beor: agus *do bé* ainm a
chaithreach Dinhabah.
44 Agus a nuáir do éug Béla, do ríogh-
uidh Iobab mhac Serah ó Bhosrah iona áit,
45 Agus a nuáir do éug Iobab, do
ríoghuidh Husam ó thír na Tteamaniteach
iona áit.
46 Agus a nuáir do éug Husam, do
ríoghuidh Hadad mhac Bédad iona áit,
noch do bhuáil Mídian a machaire Mhoab:
agus *do bé* ainm a chaithreach Abhit.

47 Agus a núair do éug Hádad, do ríoghuidh Samlah, ó Mhasrecah iona áit.

48 Agus a nuair do éug Samlah, do ríoghuidh Shaul ó Rehobot ó na habhanna iona áit.

49 Agus a nuáir do éug Shaul do ríoghuidh Baal-hanan mhac Achbor iona áit.

50 Agus a nuáir do éug Baal-hanan, do ríoghuidh Hádad iona áit: agus *do bé* ainm a chaithreach Pai; agus *do bé* ainm a mhná Mehetabel, inghean Mhátred, inghean Mhesahab.

51 ¶ Déug Hádad mar an gcéadna. Agus dob íad so Duibhcidhe Edom; Duibhce Timnah, Duibhce Aliah, Duibhce Ietet.

52 Duibhce Aholibamah, Duibhce Elah, Duibhce Pínon,

53 Duibhce Cénas, Duibhce Téman, Duibhce Mibsar,

54 Duibhce Magdiel, Duibhce Iram. *Is* íad so Duibhcidhe Edom.

## CAIB. II.

*Na geinealuigh ó Iúdah mhac Iacob, go nuige Iesse athair Dhaibhi.*

IS iadso clann Israel; Reubin, Simeon, Lébhi, agus Iúdah, Issachar, agus Sebulun,

2 Dan, Ioseph, agus Beniamin, Naphtali, Gad, agus Aser.

3 ¶ Mic Iúdah; Er, agus Onan, agus Selah: inghean Shúa an Cananiteach rug an triúr sin dó. Agus do bhi Er, céidghin Iúdah, go holc a radharc an TIGHEARNA; agus do mharbh sé é.

4 Agus rug Támar a bhainchliamhuin Pháres, agus Sera dhó. Mic Iúdah úile *bá* cúigear íad.

5 Mic Phares; Hesron, agus Hamul.

6 Agus mic Serah; Simri, agus Etan, agus Héman, agus Calcol, agus Dara: *bá* cúigear íad so uile.

7 Agus mic Charmi; Achar, fear buáidhearta Israel, noch do sháruigh annsa ní malluigh.

8 Agus mic Etan; Asariah.

9 Mic Heisron mar an gcéadna, noch do rugadh dhó; Ierahmeel, agus Ram, agus Chelubai.

10 Agus do ghin Ram Amminadab; agus do ghin Amminadab Náhson, prionnsa chloinne Iudah;

11 Agus do ghin Nahson Salma, agus do ghin Salma Boas,

12 Agus do ghin Boas Obed, agus do ghin Obed Iesse,

13 ¶ Agus do ghin Iesse a chédghín Eliab, agus Abinadab an dara, agus Simma an treas,

14 Netanael an ceathramhadh, Raddai an cúigeadh,

15 Osem an seiseadh, Dáibhi an seachdmhadh:

16 *Dob* íad a ndeirbhsheathrachasin Seruiah, agus Abigail. Agus mic Sheruiah; Abisai, agus Ioab, agus Asahel, triúr.

17 Agus rug Abigail Amasa: agus *do bé* athair Amasa Ieter an Tismeeliteach.

18 ¶ Agus do ghin Caleb mac Hesron *clann* as Asuba *a* bhean, agus as Ieriot: *is* íad so a mic; Ieser, Sobab, agus Ardon.

19 Agus a núair déug Asubah, thug Caleb chuige Ephrat, noch rug Hur dhó.

20 Agus do ghin hur Uri, agus do ghin Uri Besaleel.

21 ¶ Agus na diaígh sin do chomhríachduin Hesron re hinghin Mhachir athair Ghilead, noch do phós sé a núair *do bhí* sé trí fithchid bliadhuin dáois; agus rug sí Segub dhó.

22 Agus do ghin Segub Iair, agá rabhadar trí caithreacha fithchiod a ttír Ghilead,

23 Agus do bhean sé dhíobh Gesur, agus Aram, maille re bailtibh Iáir, maráon re Cénat, gun a bhailtibh, *eadhon* tri fithchid cathair. *Budh lé* macaibh Mhachir athair Ghilead íad so uile.

24 Agus tar éis Hesron éug a Gcáleb-Ephratah, annsin rug Abiah bean Hesron dó Asur athair Thecoa.

25 ¶ Agus mic Ierahmeel céidghin Hesron dob íad, Ram an céad mhac, agus Bunah, agus Oren, agus Osem, *agus* Ahiiah.

26 Do bhí ag Ierahmeel mar án gcéadna bean oile, dar bhainim Atarah; *do bí* mathair Onam í.

27 Agus mic Ram céidghin Ierahmeel, dob íad, Maas, agus Iamin, agus Ecer.

28 Agus dob íad mic Onam, Sammai, agus Iada. Agus mic Shammai; Nadab, agus Abisur.

29 Agus *do bé* ainm mhná Abisur Abihail; agus rug sí dhó Achban, agus Molid.

30 Agus mic Nadab; Seled, agus Appaim: achd déug Seled gan chlann.

31 Agus mic Appaim; Isi. Agus mic Isi; Sesan. Agus clann Shesan; Ahlai.

32 Agus mic Iada dearbhrathair Shammai; Ieter, agus Ionatan: deug Ieter gan chloinn.

33 Agus mic Ionatan; Pélet, agus Sása. Dob íad so mic Ierahmeel.

34 ¶ Anois ní raibh mic ar bith ag Sesan, ach inghean. Agus do bhí searbhfhoghantuigh ag Sesan, Egipteach, dar bhainm Iarha

35 Agus thug Sesan a inghean do Iartha a shearbhfhoghantuigh na mnáoi; agus rug sí Attai dhó.

36 Agus do ghin Attai Nátan, agus do ghin Natan Sábad.

37 Agus do ghin Sábad Ephlal, agus do ghin Ephlal Obed,

38 Agus do ghin Obed Iehu, agus do ghín Iehu Asariah,

39 Agus do ghin Asaria Heles, agus do ghin Heles Eleasah,

40 Agus do ghin Eleasah Sisamai, agus do ghin Sisami Sallum.

41 Agus do ghin Sallum Iecamiah, agus do ghin Iecamiah Elisama.

42 ¶ Anois *dob iad* mic Cháleb, dearbhrathair Ierahmeel, Mesa a chéidghin, noch *ba* athair do Siph; agus mic Mharesa athair Hébron.

43 Agus mic Hébron; Córah, agus Tappúah, agus Recem, agus Séma.

44 Agus do ghin Sema Raham, athair Iorcoam: agus do ghin Recem Sammai.

45 Agus *do bé* mac Shammai Maon: agus *do bé* Maon athair Bhetsur.

46 Agus rug Ephah, leánnan Chaleb, Háran, agus Mósa, agus Gáses: agus do ghin Háran Gáses.

47 Agus mic Iahdai; Regem, agus Iotam, agus Gessan, agus Pelet, agus Ephat, agus Saaph.

48 Rug Maacha, leannán Cháleb, Séber, agus Tirhanah

49 Rug si mar an ccéadna Saaph athair Mhadmannah, Sébha athair Mhachbenah, agus athair Ghibeá: agus *do bi* inghean Chaleb, Achsah.

50 ¶ Dob íadso mic Cháleb mhic Hur, céidghin Ephratah; Sobal athair Chiriatiarim,

51 Salma athair Bhet-lehem, Hareph athair Bhet-gader.

52 Agus do bhádar mic ag Sobal, athair Chíriat-iearim; Haroeh, *agus* leath na Manahetiteách.

53 Agus muinnteara Chiriat-iearim; na Hitritigh, agus na Puhitigh, agus na Sumatitigh, agus na Misraitigh; is úadhasin thangadar na Sareátitigh, agus na Hestaulitígh.

54 Mic Shalma; Bet-lehem, agus na Netophatitigh, Atarot, tigh Ioab, agus leath na Manahetiteach, na Sorítigh.

55 Agus muinnteara na scribhneoireadh noch do áitribh ann Iabes; na Tiratitigh, na Simeátitigh, agus na Suchatitigh. *Dob* íad so na Cenitigh, noch tháinic ó Hemat, athair thighe Rechab.

## CAIB. III.

*Sliochd Dhaibhi,* 10 *go nuige Sedecíah;*
17 *agus da tháinic re linn Ieconíah.*

ANOIS dob íad so mic Dháibhi, noch do rugadh dhó an Hébron; an chédghin Amnon le Ahinoam an Tiesreelíteach; an dara Daniel, le Abigail an Carmeliteach;

2 An treas, Absolom mhac Maacha inghean Talmai rígh Gésur: an ceathramhadh, Adoniiah mhac Haggit:

3 An cúigeadh, Sephatiah ó Abital: an seiseadh, Itream as Eglah a bhean.

4 Rugadh an seisiorsa dhó annHébron; agus do bhí na rígh annsin seáchd mblíadhna agus sé mhí: agus do bhí na rígh ann Ierusalem tríochad agus trí bliadhna.

5 Agus do rugadh íadso dhó ann Ierusalem; Símeá, agus Sóbab, agus Nátan, agus Solamh, ceathrar, le Batsua inghean Ammiel:

6 Ibhar mar an gcéadna, agus Elisama, agus Eliphelet,

7 Agus Nógah, agus Népheg, agus Iaphia,

8 Agus Elisama, agus Eliada, agus Eliphelet, náonmhar.

9 Mic Dháibhi uile, táobh amuich do mhacaibh na leannán, agus Támar a ndeirbhshiúr.

10 ¶ Agus mac Sholuimh, Rehoboam, Abia a mhac sin, Asa a mhac sin, Iehosaphat a mhac sin,

11 Ioram a mhac sin, Ahasiah a mhac sin, Ioas a mhac sin,

12 Amasiah a mhac sin, Asariah a mhac sin, Iotam a mhac sin,

13 Ahas a mhac sin, Heseciah a mhac sin, Manasseh a mhac sin,

14 Amon a mhac sin, Iosiah a mhac sin.

15 Agus *dob* íadso mic Iósiah, an chéidghin Iohanan, an dara Iehoiacim, an treas Sedeciah, an ceathramhadh Sallum.

16 Agus mic Iehoiacim: Ieconiah a mhac, Sedeciah a mhac sin.

17 ¶ Agus mic Ieconiah: Assir, Salatiel a mhac sin,

18 Malchiram mar an ccéadna, agus Pedaiah, agus Senasar, Iecamiah, Hosama, agus Nedabiah.

19 Agus *dob* íad mic Phedaiah, Serubbabel, agus Simei: agus mic Sherubbabel; Mesullam, agus Hananiah, agus Selomit a ndeirbhshiúr:

20 Agus Hásubah, agus Ohel, agus Berechiah, agus Hasadiah, Iúsab-hesed, cúigear.

21 Agus mic Hananiah; Pelatiah, agus Iesaiah: mic Rephaiah, mic Arnan, mic Obadiah, mic Shechaniah.

22 Agus mic Shechaniah; Semaiah: agus mic Shemaiah; Hattus, agus Igeal, agus Bariah, agus Neariah, agus Sáphat, seisior.

23 Agus mic Neariah; Elioenai, agus Heseciah, agus Asricam, triúr.

24 Agus *dob* íad mic Elioenai, Hadaiah, agus Eliasib, agus Pelaiah, agus Accub, agus Iohanan, agus Delaiah, agus Anáni, móirsheisear.

## CAIB. IV.

*Geineoil oile Iudah. 24 Sliochd Shimeoin.*

MIC Iudah; Phares, Hesron, agus
Carmi, agus Hur, agus Sóbal.
2 Agus do ghin Réaiah mac Sóbal
Iahat; agus do ghin Iahat Ahumai, agus
Lahad. Isiadso muinntear na Soratiteach.
3 Agus do *bhádar* so *ó* athair Etam;
Iesreel, agus Isma, agus Idbas: agus *dob*
*é* ainm a ndeirbhsheathrach Haselelponi:
4 Agus Penuel athair Ghedor, agus
Eser athair Hussah. *Is* íad so mic Hur,
céidghin Ephrátah, athair Bhet-lehem.
5 ¶ Agus do bhádar días ban ag Assur
athair Thecoa, Helah agus Naarah.
6 Agus rug Naarah Ahusam dhó, agus
Hepher, agus Temeni, agus Haassatari.
*Dob* íad so mic Naarah.
7 Agus *dob* íad mic Helah, Seret, agus
Iesoar, agus Etnan.
8 Agus do ghein Cos Anub, agus So-
bebah, agus muinnteara Aharhel mhic
Harum.
9 ¶ Agus do budh onóruigh Iábes ná a
dhearbhráithre: agus thug a mhathair
Iábes dainm air, gha rádh, Do bhrígh go
rug mé maille re doilghios é.
10 Agus do ghoir Iábes ar Dhía Israel,
gha rádh, Uch nach beannuigheann tú
misi dhá ríribh, agus mo theóruinn dfair-
singeadh, agus go mbeith do lámh liom,
agus go ccuimhdeochthá ar olc *mé*, chor
nach goillfeadh sé orum! Agus do áontuigh
Día dhó an ní díarr sé.
11 ¶ Agus Chelub dearbhrathair Shuah
do ghein sé Mehir, noch dob áthair do
Eston.
12 Agus do ghein Eston Bet-rapha,
agus Paseah, agus Tehinnah athair Irnahas.
Síad so fir Réchah.
13 Agus mic Chenas; Otniel, agus
Seraiah: agus mic Otniel; Hatat.
14 Agus do ghein Meonotai Ophrah:
agus do ghein Seraiah Ioab, athair *áit-*
*reabhach* ghlinne Charasim; óir bá luchd
ceirde íad.
15 Agus mic Cháleb mhic Iephunneh;
Iru, Elah, agus Naam: agus mic Elah,
eadhon Cenas.
16 Agus mic Iehaleleel; Siph, agus
Siphah, Tiria, agus Asareel.
17 Agus *dob* íad mic Esra, Ieter, agus
Mered, agus Epher, agus Ialon: agus rug
sí Miriam, agus Sammai, agus Isbah athair
Estemoa.
18 Agus rug a bhean Iehudiiah Iered
athair Ghedor, agus Heber athair Shocho,
agus Iecutiel athair Shanoah. Agus *is* íad
so mic Bhitiah inghean Pháraoh, noch
thug Mered.
19 Agus mic *a* mhná Hódiah deirbh-
shiúr Naham, athair Cheilah an Garmit-
each, agus Estemoa an Maachatiteach.
20 Agus *dob* íad mic Shímoin, Amnon,
agus Rinnah, Ben-hanan, agus Tilon. Agus
*dob* íad mic Issi, Sohet, agus Ben-sohet.
21 ¶ *Dob* iad mic Shélah mhic Iudah,
Er athair Lecah, agus Laadah athair
Mharesah, agus muinnteara thighe na
druinge do oibrigh líneadach fínealta, do
thigh Asbeá.
22 Agus Iocim, agus muinntir Choseba,
agus Ioas, agus Saraph, agá raibh tigh-
earnas a Móab, agus Iasubi-lehem. Agus
*is* neithe foirfe íad so.
23 *Dob* íad so luchd déanta na bpot-
adha, agus an drong do chomhnuigheadh
a measc phlanndadh agus fháltadh: ann-
sin do áitreabhaidís ag an rígh chum a oibre.
24 ¶ *Dob* íad mic Shimeon, Nemuel,
agus Iámin, Iárib, Sérah, *agus* Seaul:
25 Sallum a mhác sin, Mipsam a mhac
sin, Misma a mhac sin.
26 Agus mic Mhisma; Hamuel a mhac
sin, Sacchur a mhac sin, Simei a mhac sin.
27 Agus do bhí sé mic dhéug ag Símei
agus seisior inghean; acht ní raibh móran
chloinne agá dhearbhraithribh, ní mó do
fhásadar a muinntir uile, cosmhuil re cloinn
Iúdah.
28 Agus do chomhnuigheadar ann
Beer-séba, agus a Moladah, agus ann
Hasur-sual,
29 Agus ann Bilha, agus ann Esem,
agus ann Tólad,
30 Agus ann Betuel, agus ann Hormah,
agus ann Siclag,
31 Agus ann Bet-marcabot, agus ann
Hasar-susim, agus ann Bet-birei, agus ann
Saaraim. *Dob* íad so a ccaithreacha go
ríghe Dháibhi.
32 Agus *dob* íad a mbailte, Etam, agus
Ain, Rimmon, agus Tochen, agus Assan,
cúig caithreacha.
33 Agus a mbailte beaga uile do *bhí*
timchioll fá ccuáirt na ccaithreach sin, go
nuige Baal. *Dob* íad so a náitreabh, agus
a nginealach.
34 Agus Mesobab, agus Iamlech, agus
Iossah mhac Amasiah,
35 Agus Ioel, agus Iehu mhac Iosibiah,
mhic Seraia, mhic Asiel,
36 Agus Elioenai, agus Iaacobah, agus
Iesohaiah, agus Asaiah, agus Adiel, agus
Iesimiel, agus Benaiah,
37 Agus Sisa mhac Siphi, mhic Allon,
mhic Iedaia, mhic Simri, mhic Semaiah;
38 Iadso luáightear as a nanmanna *bá*
prionnsadha ar a muinntearuibh íad: agus
do mhéuduigh tigh a naithreach go mór.
39 ¶ Agus do chúadar go dul a steach
Ghédor, eadhon gus an ttáobh shoir don
ghleann, díarruidh inbhir dá ttréuduibh.

40 Agus fúaradar deighinbhior méith,
agus *do bhí* an dúithche fairsing, suáimh-
neach, agus siothchánta; óir is *íad* muinn-
tir Ham do áitreibh ann sin a nallúd.

41 Agus thangadar an mhuinntirse
scríobhtha iona nainm a laéthibh Heseciah
rígh Iúdah, agus do bhuáileadar loistínigh,
agus na háite comhnuighe fríth ann sin,
agus do léirscriosadar íad gus a niugh,
agus do áitreabhadar iona náitibh: do
bhrígh *go raibh* inbhear annsin dá tréud-
uibh.

42 Agus do chuáidh *cuid* díobh, *eadhon*
do chloinn Shímeon, cúig chéud fear, go
slíabh Seir, agus Pelatiah agus Neáriah,
agus Rephaiah, agus Ussial, mic Issi, na
ccaiptínibh orra.

43 Agus do bhuáileadar an chuid oile
do na Hamalecitibh noch do chuáidh
as, agus do áitreabhadar annsin gus a
niugh.

## CAIB. V.

*Sliochd Reubein, Ghad, agus leithreibh Mhanasseh.*

ANOIS mic Reuben ceidghin Israel,
(oir isé rugadh ar ttús; achd, do
chionn gur thrúailligh sé leaba a athar,
tugadh a cheart oighreachda do mhacaibh
Ioseph mhic Israel: agus ní bhfuil an
ginealach re áiriomh do réir an cheirt-
beartha.

2 Oír do bhúadhuigh Iúdah ós cionn a
dhearbhráithreach, agus úadh *thangadar*
na príomhúachdaráin; acht budh le Ioseph
an ceirtbeartha.)

3 Dob íad mic Reuben, *a deirim,*
céidghin Israel, Hanoch, agus Pallu, Hes-
ron, agus Carmi.

4 Mic Ioel; Semaiah a mhac sin, Gog
a mhac sin, Simei a mhac sin,

5 Micah a mhac sin, Reaiah a mhac
sin, Baal a mhac sin,

6 Beerah a mhac sin, noch rug Til-
gat-Pilneser rígh na Hassiria leis *a láimh:*
*do bhí* sé na phrionnsa air na Reubeni-
tibh.

7 Agus a dhearbhraithre do réir a
muinntear, a núair do háirmheadh ginea-
lach a ngeineamhna, *dob* íad *dob* éiťeachd-
uigh, Ieiel agus Sechariah.

8 Agus Bélas mhac Asas, mhic Sema,
mhic Ioel, noch do rinne comhnuidhe ann
Aroer, air fad go nuige Nébo agus Baal-
meon:

9 Agus do áitigh sé don taóibh shoir
go dul a steach an nfásaigh ó nabhuinn
Euphrátes: do bhrígh gur fhoirlíonadar
a náirnéis a bhfearann Gileád.

10 Agus a láethibh Shauil do rinneadar
cogadh ris na Hagaríteachaibh, noch do
thuit lé na láimh; agus do chomhnuighea-
dar iona lóistínibh ar feadh uile *fhearuinn*
Ghíleád budh shoír.

11 ¶ Agus do áitreabhadar clann Ghad
as a ccomhair thall, a bhfearann Básan go
nuige Salcah:

12 Ioel an tí bá féarr, agus Sapham
na dhiáigh, agus Iaanai, agus Saphat ann
Básan.

13 Agus *dob íad* a ndearbhráithre do
thigh a naithread, Michael, agus Mesullam,
agus Séba, agus Iorai, agus Iachan, agus
Sia, agus Heber, móirsheisior.

14 Is íad so clann Abihail mhic Húri,
mhic Iaroah, mhic Gíleád, mhic Michael,
mhic Iesisai, mhic Iahdo, mhic Bus;

15 Ahi mhac Abdiel, mhic Gúni, bá
ceann tighe a naithreadh.

16 Agus do áitreabhadar a Ngílead ann
Básan, agus iona bhailtibh, agus taobh
amuich do bhalladhuibh Sháron, ar a
nimioluibh.

17 Do háirmheadh íad so uile lé ginea-
lachaibh a láethibh Iotam rígh Iúdah, agus
a láethibh Ieroboam rígh Israel.

18 ¶ Mic Reuben, agus na Gadítigh,
agus leiththreabh Mhanasseh, do dhaóinibh
cródha, cumhachdacha chum sgéithe agus
cloidhimh diomchar, agus chum lámhuigh
as bogha, agus éolach a ccogadh, do
*bhádar* ceathrachad agus ceithre mhíle
seachd ccéud agus trí fithchid, do chúaidh
amach chum cogaidh.

19 Agus do rinneadar cogadh ris na
Hagaríteachaibh, re Ietur, agus Nephis,
agus Nódab.

20 Agus do cuidigheadh léo na naghaidh,
agus do seachadadh na Hagarítigh iona
láimh, agus a nuile dhuine dá *raibh* na
bhfochair: Oír do éigheadar chum Dé
annsa chath, agus do áontuigh sé léo; do
bhrígh gur chuireadar a ndóigh ann.

21 Agus rugadar a náirnéis léo; dá
ccámhalluibh cáogad míle, agus do cháor-
chaibh dhá chéud agus cáogad míle, agus
do assaluibh dhá mhíle, agus do dhaóinibh
céud míle.

22 Oír do thuit mórán díobh marbh, do
bhrígh *gurob* ó Dhía do bhí an cogadh.
Agus dfanadar iona náitibh go ham na
dáoirsine.

23 ¶ Agus do áitreabhadar clann leith-
threibhe Mhanasseh annsa dúithche: dfá-
sadar ó Bhasan go Baal-hermon agus go
Senir, agus go sliabh Hermon.

24 Agus *dob* íad so cinn tighe a naith-
readh, eadhon Epher, agus Issi, agus Eliel,
agus Asriel, agus Ieremiah, agus Hoda-
bhiah agus Iahdiel, daoine neartmhara a
ngaisgidh, daóine oirdhearca, *agus* cinn
tighe a naithreadh.

25 ¶ Agus do pheacuigheadar a nagh-
aidh Dé a naithreadh, agus do chúadar do

stríopachus a ndiaigh deé dhaóine na tíre, noch do scrios Día rompa san.

26 Agus do chorruigh Día Israel súas, spiorad Phul rígh na Hassíria, agus spriorad Thilgat-pilneser rígh na Hassíria, agus rug sé leis íad, (eadhon na Reubenítigh, agus na Gadítigh, agus leiththreabh Mhanasseh), agus thug leis íad go Hálah, agus go Hábor, agus go Hára, agus go sruth Gosan gus a nugh.

## CAIB. VI.

*Síol Lebhi ;* 48 *Agus a noifig.*

MIC Lébhi; Gerson, Cohat, agus Merari.

2 Agus mic Chohat; Amram; Issar, agus Hébron, agus Ussiel.

3 Agus clann Amram; Aáron, agus Máoise, agus Míriam. Mic Aaron mar an gcéadna; Nádab, agus Abihu, Eleasar, agus Itamar.

4 ¶ Eleasar do ghein Phinehas, Phinehas do ghein Abisua,

5 Agus Abisua do ghein Bucci, agus Bucci do ghein Ussi,

6 Agus Ussi do ghein Serahiah, agus Serahiah do ghein Meraiot,

7 Meraiot do ghein Amáriah, agus Amariah do ghein Ahitub,

8 Agus Ahitub do ghein Sádoc, agus do ghein Sádoc Ahimaas,

9 Agus Ahimaas do ghein Asariah, agus Asariah do ghein Iohanan,

10 Agus Iohanan do ghein Asariah, (sé do níodh oífig an tsagairt annsa teampall do rinne Solamh ann Ierusalem :)

11 Agus do ghein Asaria Amariah, agus do ghein Amariah Ahitub,

12 Agus do ghein Ahitub Sádoc, agus do ghein Sádoc Sallum,

13 Agus do ghein Sallum Hilciah, agus do ghein Hilciah Asariah,

14 Agus do ghein Asariah Seraiah, agus do ghein Seraiah Iehosadac,

15 Agus dimthigh Iehosadac a nuáir rug an TIGHEARNA leis Iúdah agus Hierusalem lé láimh Nebuchad-nessar.

16 ¶ Mic Lébhi; Gersom, Cohat, agus Merári.

17 Agus *is* íad so anmanna mhac Ghersom; Libni, agus Símei.

18 Agus *dob* íad mic Chohat, Amram, agus Issar, agus Hébron, agus Ussiel,

19 Mic Mherári; Mahli, agus Mussi. Agus *is* íad so sleachda na Lebhíteach do réir a naithreadh.

20 ¶ O Ghersom; Libni a mhac, Iahat a mhac sin, Simmah a mhac sin,

21 Ioah a mhac sin, Iddo a mhac sin, Serah a mhac sin, Ieaterai a mhac sin.

22 Mic Chohat; Amminadab a mhac, Córah a mhac sin, Assir a mhac sin,

23 Elcana a mhac sin, agus Ebiasaph a mhac sin, agus Assir a mhac sin,

24 Tahat a mhac sin, Uriel a mhac sin, Ussiah a mhac sin, agus Seaul a mhac sin.

25 Agus mic Elcana; Amasaí, agus Ahimot.

26 *Ar son* Elcana: mic Elcanah; Sophai a mhac sin, agus Nahat a mhac sin,

27 Eliab a mhac sin, Ieroham a mhac sin, Elcanah a mhac sin.

28 Agus mic Shamuel; an chéidghin Bhasni, agus Abiah.

29 ¶ Mic Mherári; Mahli, Libni a mhac sin, Símei a mhac sin, Ussa a mhac sin,

30 Símea a mhac sin, Haggiah a mhac sin, Asaiah a mhac sin.

31 ¶ Agus a síad so *an drong* do chuir Dáibhi ós cionn oifige na cantaireachda a ttigh an TIGHEARNA, tar éis na háirce do chomhnuidhe.

32 Agus do fhritheoladar ar aghaidh áite comhnuidhe thabernacuil an chomhchruinnigh re seinm, nó go ndéarna Solumh tigh an TIGHEARNA ann Ierusalem: agus *annsin* do sheasádar agá noifig do reír a nuird.

33 Agus isíad so an drong *do bhí* ag feithíomh maille re na ccloinn. Do mhacaibh na Ccohatiteach: Héman an cantaire, mhac Ioel, mhic Semuel,

34 Mhic Elcanah, mhic Ieroham, mhíc Eliel, mhic Toah,

35 Mhic Suph, mhic Elcanah, mhic Mahat, mhic Amasai,

36 Mhic Elcanah, mhic Ioel, mhic Asariah, mhic Sephaniah,

37 Mhic Tahat, mhic Assir, mhic Ebiasaph, mhic Córah,

38 Mhic Issar, mhic Cohat, mhic Lébhi, mhic Israel.

39 Agus a dhearbhrathair Asaph, (noch do sheas ar a láimh dheis), Asaph mhac Berachiah, mhic Simea,

40 Mhic Michael, mhic Baasiah, mhic Malchiah,

41 Mhic Etni, mhic Serah, mhic Adaiah,

42 Mhic Etan, mhic Simmah, mhic Simei,

43 Mhic Iahat, mhic Gersom, mhic Lébhi.

44 Agus do *sheas* a ndearbhráithre mic Mherári dón láimh chlé: Etan mhac Cissi, mhic Abdi, mhic Malluch,

45 Mhic Hesabiah, mhic Amasiah, mhic Hilciah,

46 Mhic Amsi, mhic Bani, mhic Sámer,

47 Mhic Mahli, mhic mussi, mhic Merári, mhic Lébhi.

48 Do hórdigheadh a ndearbhraithre

na Lebhítigh mar an gcéadna chum gach
uile ghné sheirbhíse thabernacuil thighe
Dé.
49 ¶ Acht dofráil Aáron agus a mhic
air altoír na hofrála loisge, agus air altóir
na túise, táobh amuigh do gach uile obair
*na háite* ronaomhtha, agus sin do dhéanamh
síothchána Dísrael, réir a nuile ní dar
fhúagair Máoise serbhíseach Dé.
50 Agus isíad so mic Aáron ; Eleasar a
mhac, agus Phinehas a mhac sin, Abisua
a mhac sin,
51 Bucci a mhac sin, Ussi a mhac sin,
Serahiah a mhacsin,
52 Meraiot a mhac sin, amariah a mhac
sin, Ahitub a mhac sin,
53 Sadoc a mhac sin, Ahimaas a mhac
sin.
54 ¶ Anois is íad so a naite comhnuigh
ar feadh a ccaisléan iona tteóranuibh,
do mhacaibh Aáron, do mhuinntearuibh
na Ccohatiteach : óir fá leósan an chuid
ronna.
55 Agus thugadar Hébron dóibh a ttír
Iudah, agus na bailte na timchioll fá
ccuáirt.
56 Acht thugadar machaireadh na
caithreach, agus a bailte, do Cháleb mhac
Iphunneh.
57 Agus do mhacaibh Aáron thugadar
caithreacha Iúdah, Hébron, mar *chathair*
dhídin, agus fós Libnah maille re na
bailtibh beaga, agus Iattir, agus Estemoa,
maille re na mionbhailtibh,
58 Agus Hilen gun a bailtibh, Debir
gun a bailtibh,
59 Agus Asan gun a bailtibh, agus Bet-
semes gun a bailtibh :
60 Agus as treibh Bheníamin ; Geba
gun a bailtibh, agus Alimet gun a bailtibh,
agus Anatot gun a bailtibh. A ccaith-
reacha uile ar feadh a muinntear *ba* trí
caithreacha déag íad.
61 Agus do mhacaibh Cohat, *noch do*
fágbhadh do shliochd na treibhe sin, as an
leiththreabh, eadhon as leath Mhanasseh,
*tugadh* deich ccaithreacha re crannchar.
62 Agus do mhacaibh Ghersom ar
feadh a muinntear as treibh Issachar, agus
as treibh Asser, agus as treibh Naphtali,
agus as treibh Manasseh ann Basan,
*tugadh* trí caithreacha déag.
63 Do mhacaíbh Merári ar feadh a
múinntear, ó threibh Réuben, agus ó
threibh Ghad, agus ó threibh Shebulon,
*tugadh* dhá chathruigh dhéug re ccrann-
char.
64 Agus thugadar clann Israel iadso
gun a mionbhailtibh do na Lebhítibh.
65 Agus thugadar le crannchair ó
threibh chloinne Iúdah, agus ó threibh
chloinne Símon, agus ó threibh chloinne
Beniamin, na caithreacha so do luáigheadh
iona nanmanuibh.
66 Agus an *chuid oile* do mhuinntear-
uibh chloinne Cohat furadar caithreacha
da ccóstadhuibh as threibh Ephraim.
67 Agus thugadar dhóibh, *do* na caith-
reacha dídin, Sechem a sliabh Ephraim
gun a mionbhailtibh ; agus fós Geser gun
a mionbhailtibh,
68 Agus Iocmeam gun a bailtibh, agus
Bet-horon gun a bailtibh,
69 Agus Aialon gun a bailtibh, agus
Gat-rimmon gun a bailtibh :
70 Agus as leiththreibh Mhanasseh;
Aner gun a bailtibh, agus Bileám gun a
bailtibh, do mhuinntir fhuighill mhac
Cohat.
71 Do mhacaibh Gersom *tugadh* as
muinntir leiththreibhe Mhanasseh, Gólan
ann Básan gun a bailtibh, agus Astarot
gun a bailtibh :
72 Agus as treibh Issachar ; Cédes gun
a bailtibh, Daberat gun a bailtibh,
73 Agus Rámot gun a bailtibh, agus
Anem gun a bailtibh :
74 Agus as treibh Asser ; Massaal gun
a bailtibh, agus Abdon gun a bailtibh,
75 Agus Hucoc gun a bailtibh, agus
Réhob gun a bailtibh :
76 Agus as treibh Naphtali ; Cédes san
Ghalilee gun a bailtibh, agus Hammon
gun a bailtibh, agus Ciriataim gun a
bailtibh.
77 Don chuid oile do chloinn Mherari
*tugadh* ó threibh Shebulun, Rimmon gun
a bailtibh, Tábor gun a bailtibh :
78 Agus ar an ttáoibh thall do Iordan
láimh ré Iericho, don taóibh shoir do
Iordan, as treibh Reuben, Beser annsa
bfásach gun a bailtibh, agus Iahsah gun a
bailtibh,
79 Cedemot mar an ccéadna gun a
bailtibh, agus Mephaat gun a bailtibh :
80 Agus as treibh Ghad ; Rámot an
Gíleád gun a bailtibh, agus Mahanaim
gun a bailtibh,
81 Agus Hesbon gun a bailtibh, agus
Iaser gun a bailtibh.

## CAIB. VII.

*Clann Issachar, 6 Bheniamin, 13 Neph-*
*tali 14 Mhanasse. 20 Agus Ephraim.*

ANOIS *dob íad* mic Issachar, Tola,
agus Puah, Iassub, agus Simron,
ceathrar.
2 Agus mic Thóla ; Ussi, agus Rephaiah,
agus Ieriel, agus Iahmai, agus Iibsam,
agus Semuel, cinn thighe a nathar Tóla :
*do bhadar* na ndaóine cródha a ccumhachd
iona nginealachaibh ; agus *ba hé* a nuibhir
a laéthibh Dháibhi dhá mhíle agus fithche
agus sé chéud.

7 Oír annsa ló sin teilgfidh gach nduine fiadh a iodhail airgid, agus a iodhail óir, noch do rinneadar bhur lámha féin díbh *mar* pheacadh.
8 ¶ Annsin thuitfios an Tassírianach leis an ccloidheamh, ní lé duine láidir; agus ní cloidheamh, dhuine uirísil, mhuirfios é: acht teithfidh sé on ccloidheamh, agus claóidhfighear a dhaóine óga.
9 Agus rachaidh sé anonn dá ionad dídin lé heagla, agus béid a phrionnsadha eaglach roimhe an mbratuigh, a deir an Tighearna, a *bhfuil* a theinidh a Síon, agus a fhuirnís ann Ierusalem.

## CAIB. XXXII.

*Gurab righeacht na síthchaimh, igheacht Chriosd.*

FEUCH, ríghfidh rígh a bhfíreantachd, agus ríaghlochuid prionnsadha a mbreitheamhnus.
2 Agus biáidh neach mar áit fasgaidh on ghaóith, agus mar fholach ó nanfa; amhuil aibhne uisge a náit thirim, amhail sgáil cairge móire a bhfearann thartmhar.
3 Agus ní bhéid súile na druinge do chífeas céodhach, agus éistfid clúasa na ndaóine chluinfiós.
4 Tuigfidh fós croidhe na ndaóine meargánta éolus, agus biáidh teanga na mbriotach réidh chum labhartha go soilléir.
5 Ní goirfighear an tamadán ní sa mhó dáonnachdach, agus ní haibeorthar an santach *do bheith* saidhbhir.
6 Oír laibheoruidh an tamadán amadánachd, agus oibreochuidh a chroidhe éaigceart, do ghnáthughadh fúarchrábhuidh, agus do labhairt earráide a nadhuigh an Tighearna, do dhéanamh anma n nocraigh folamh, agus do bhéara ar dhigh an tartmhair failliughadh.
7 *Is* olc fós soithighidh an tsantuigh: tionscnuidh sé droichthionnscanta do scrios an bhoichd le bríathraibh bréagacha, eadhon a nuáir labhras an teasbhuidheach go ceart.
8 Acht tionnscnuidh an *duine* dáonnachdach neithe dáonnachdacha; agus lé neithibh dáonnachdacha sheasfas sé.
9 ¶ Eirghidhe súas, a mhná súaimhneacha; cluinidh mo ghuth, a ingheana dóthchusacha; tugaidh éisteachd dom ghlór.
10 Beithi mórán do láethibh agus do bhlíadhnuibh buáidheartha, síbhsi a mhná dóthchusacha: óir failleochuidh cruinniughadh na ngrápuigheadh, ní thiucfaidh an toradh.
11 Criothnuighidh, a mhná suáimhneacha; bíthí buáidheartha, a *mhná* dóthchusacha: nochdaidh sibh, agus déanaidh sibh féin lomnochd, agus criosluighidh *saicéadach* ar *bhur* leasraibh.
12 Guilfid síad ar son na ccíoch, ar son na magh mín, ar son na fíneamhna tórthuigh.
13 Tiucfaid dosáin *agus* dreasa ar fhearann mo phobail; fós, ar uile thighthibh an gháirdeachuis *a* ccathruigh an tsóláis:
14 Do bhrígh go ttréigfighear na páláis; go bhfúigfighear iomad na ccaithreach; béid na puirt agus na tuir na núamhuibh go bráth, gairdeachus assal fhíadhta, inbhear na ttréud;
15 ¶ Nó go ndóirtear an spiorad oruinn ó náird shúas, agus go raibh an fásach na mhagh thóirtheach, agus go meastar an magh tóirtheach na fhoraóis.
16 Ann sin áitreobhuidh breitheamhnus ansa bhfásach, agus biáidh ceart na chomhnuidhe annsa mhagh thóirtheamhuil.
17 Agus budh síothcháin obair na fíréuntachda; agus budh súaimhneas éifeacht a nionnracuis agus daingion go bráth.
18 Agus cóimhneochuidh mo phobalsa a náitreabh shíothchanta, agus a ttighthibh daingne, agus a socamhul shuáimhneach;
19 A nuáir *fhéarfas* sé cloichshneachda, ag teachd a nuas air an bhforaóis; agus ísleochuigh an chathair í féin a nionad ísiol.
20 *Is* beannuigh sibh a dhrong shíolchuirios laímh ris na huile uisgeadhuibh, chuirios amach cos an daimh agus a nassail.

## CAIB. XXXIII.

*Docamhall na Hassiria arson a sladmhoireachd.*

AMHAIRG dhuitsi noch airgios, agus nach ar hairgeadh thú; agus do ní go fealltach, agus nach déarnadar go fealltach riot! a nuáir scuirfeas tú do mhillteachus, millfighear thú; *agus* a nuáir scuirfios tú do dhéanamh go fealltach, do dhéanaid síadsan go fealltach riotsa.
2 O a Thighearna, bí grásamhuil dúinn; do fhéitheamar ort: bí ad ruigh aca gach maidin, ar slánughadh fós a nam na buáidheartha.
3 Fa ghuth an ghioraic do theith an pobal; ar do thógbhailse súas do sgabadh na cineadhacha.
4 Agus cruinneochthar bhur néadáil *amhuil* cruinniughadh an chaterpiller: mar shiubhal an lócuiste ag dul thríd siubhalidh se orra.
5 Atá an Tighearna ar na ardughadh; óir áitreabhuidh sé ar árd: do líon sé Síon lé breitheamhnus agus lé fíréantachd.

6 Agus eágna agus eólus bhus coth-
ughadh dot aimsearuibhsi, *agus* neart
slánuighthé: *isé* eagla an TIGHEARNA a
ionnmhus.
7 Féuch, éighfid a ngaisgidh amuigh:
guilfid teachda na síothchána go géur.
8 Atáid na slighthe móra na bhfásach,
scuiridh an fear turais: do bhris an cunn-
radh, do tharcuisnigh sé na caithreacha,
ní bhfuil suim aige a naónduine.
9 Atá an talamh ag caói *agus* ag
seargadh: atá Lebanon náireach *agus* ar
na ghearradh síos: atá Sáron cosmhail ré
díothramh; agus croithidh Basan agus
Carmel *a ttóirthe* dhíobh.
10 Anois éireochuidh mé, a deir an
TIGHEARNA; anois áirdeochthar mé; anois
thóigfeas mé súas mé féin.
11 Cáith bhus toirrchios díbhsi, béur-
thaoi connlach: loiscfidh, bhur nanál sibh,
*amhuil* teine.
12 Agus biáidh an pobal *mar* losgadh
aóil: *mar* dhosa géarrtha loisgfighear annsa
teine íad.
13 ¶ Cluinidhsi, a dhream *atá* a bhfad
uáim, cread do rinne mé; agus, a luchd
*atá* láimh riom, admhuighidhsi mo chumh-
achda.
14 Atáid peacaich Síon eaglach; do
líon eagla na fúarchráibhthigh, *gha radh,*
Cia eadruinn aitreabhus maille le teinidh
millteach? cía eadruinn aitreabhus maille
re loisgthibh síorruidhe?
15 An té shiubhluighios go hionnruic,
agus labhrus go díreach; an té tharcuis-
nighios tairbhe na héagcóra, chroithios a
lámh ó ghlacadh cumhtha, stopas a
chlúasa ó chluinsion fola, agus dhruidios a
shúile ó fhaicsin uilc;
16 Aitreobhuidh go hárd: *budh* íad
daingneach na ccarrag a áit cumhduigh: do
bhéarthar arán dó; *budh* dearbhtha a uisge.
17 Do chífid do shúile an rígh iona
scéimh: do chífid an talamh atá a bhfad
úatha.
18 Smuáinteochuidh do chroidhe úamh-
an. Cáit a *bhfuil* an scribhneóir? cáit a
*bhfuil* an glacadóir? cáit a *bhfuil* an té
áirmheas na tuir?
19 Ní fhaicfe tú daóine fíochmhara,
daóine do ghlór is doimhne ná mar fhéadas
tú do thuigsin; do theangaidh bhriotuidh,
gan tuigse.
20 Féuch ar Shion, cathair ar sollam-
ontachda: do chífid do shúile Ierusalem
na áitreabh shuáimhnigh, tabernacuil *nach*
ccuirfighear sios; ní corrochthar áon dá
chuáillibh go bráth, agus ní brisfighear áon
dá chorduighibh.
21 Acht annsin *bhias* an TIGHEARNA
glórmhar dhúinn na áit srotha leathuin
*agus* chaiseadh; mar nach racha áonlong
lé ramhaibh, ní mó gheabhus áonlong
mhearrgánta thairis.
22 Oír *isé* an TIGHEARNA ar mbreith-
eamh, *isé* an TIGHEARNA tabharthach ar
ndlighe, *isé* an TIGHEARNA ar rígh;
cuimhdeochuidh sé sinn.
23 Atáid do chábhluighe sgaóilte; níor
fhéadadar go maith a ccrann seóil do
neartughadh, níor fhédadar a seóil do
leathnughadh: annsin do roinneadh creach
éadála móire; béuruidh an bacach an
chreach leis.
24 Agus ní aibheoruidh an táitreabh-
thach, Atáim tinn: na daoine áitreabhus
annsin maithfighear dhóibh *a* néaigceart.

## CAIB. XXXIV.

*Dibhfearg Dé ar naimhdibh na heagluise.*

TIGIDH a ngar, a chineadhacha, deisd-
eachd; agus tugaidh aire, a phobal:
cluineadh an talamh, agus gach a bhfuil
ann; an sáoghal, agus gach a ttig amach as.
2 Oír *atá* díbhfhearg an TIGHEARNA ar
na huile cineadhachaibh, agus *a* theas
féirge air a nuile shlúagh: do scrios sé
thríd amach íad, thug se do nármhach íad.
3 Teilgfighear fós a mairbh amach,
agus tiucfaidh a mbréuntas súas as a
cconablachaibh, agus leaghfuighear na
sléibhte le na bhfuil.
4 Agus cuirfighear ó chéile uile shlúagh
nimhe, agus crapfuighear na flaithis a
ccionn a chéile amhuil scrola: agus tuit-
fidh a slúagh uile síos, mar thuitios an
duille do nfíneamhuin, agus amhuil *fíge*
thuiteas don chrann fíge.
5 Oír biáidh mo chlóidhiomh ar na
fhothraghadh a bhflaitheamhnus: féuch,
tiucfuidh sé a núas ar Idumea, agus ar
phobal mo mhallachd, chum breitheamh-
nuis.
6 Atá cloidhiomh an TIGHEARNA líonta
dfuil, do rinneadh méuth lé méuthus é,
*agus* lé fuil úan agus ghabhar, agus le geir
dhubhán na reitheadh: óir atá íodhbairt
ag an TTIGHEARNA a Mbosrah, agus ár
mór a ttír Idumea.
7 Agus tiucfaid na hunicorn léo a núas,
agus na bulóga leis na tarbhuibh; agus
fliuchfuighear a bhfearann lé fuil, agus
do dheantar a luaithreadh méith lé
méuthus.
8 Oír *isé* lá dioghaltais an TIGHEARNA
é, *agus* blíadhain na luáidheachda ar son
imreasuin Shion.
9 Agus iompochar a srotha sin a bpic,
agus a luáithreadh a ruibh, agus a fhearann
chum bheith na phic loisgnigh.
10 Ní múchfuighear a noidhche ná a
ló é; rachaidh a dheatach súas go bráth:
ó ghinealach go ginealach biáidh sé

aonrácanach; ní gheabha duine ar bith
thríd go saoghal na sáoghal.
11 Acht sealbhochuidh an fíach mara
agus an bunnán léanadh é; coimhneoch-
uidh fós an tulchabhcán agus an fíachdubh
ann: agus sínfidh sé dorubha a naidhmhillte
fair, agus clocha na foilmhe.
12 Goirfid síad a uáisle chum na riogh-
achda, acht ní *bhiáidh* áonduine ann sin,
agus budh neimhní a príonnsadha uile.
13 Agus tiucfuid droighne tré na
pálásaibh, neantóg agus dreasóga iona
daingneachaibh: agus biáidh sí na háit-
reabh dragún, *agus* na cúirt dulchabh-
cánuibh.
14 Teigeomhuid fós beathuigh állta an
díothraimh ré beathuighibh állta a noiléin,
agus goirfidh an sáitír a chompánach;
suáimhneochuidh fós an choirrscréadhóg
annsin, agus do gheabha sí áit comhnuighe
dhi féin.
15 Is ann sin do dhéana an tulchabhcán
mór a nead, agus luidhfios, agus ghoirfios,
agus chruinneochus fa na sgáth: annsin
fós cruinneochuid na bhultuir, gach áon
maille re na chompanach.
16 ¶ Iarruidhsi amach as leabhar an
TIGHEARNA, agus léighidh: ní fhailleoch-
uidh áon díobhso, ní bhiáidh easbhuigh
á chompanuigh ar áon díobh: óir daithin
mo bhéulsa é, agus do chruinnidh a
spiorad íad.
17 Agus do theilg sé crannchar ar a
son, agus do roinn a lámh eatorra é lé
slabhradh: sealbhochuidh síad go bráth
é, ó ghinealach go ginealach comhnochuid
ann.

## CAIB. XXXV.

*Sonas na heagluise re linn na tiomna nuáidh.*

BIAIDH lúathgháir air an bhfásach
agus ar a náit áonrácanuigh ar a son;
agus gáirdeochuidh an díothramh, agus
bláthochuidh sé amhuil rósa.
2 Bláthochuidh sé go líonmhar, gáird-
eochuidh sé fós lé lúathgháir agus le céol:
do bhéarthar glóir Lebanon dó, oir-
dhearcus Charmel, agus Sháron, do chífid
síad glóir an TIGHEARNA, *agus* oir-
dhearcus ar Ndénne.
3 ¶ Neartuighidhsi na lámha laga, agus
daingnighidh na glúine éittreórach.
4 Abruidh ris a ndroing agá *bhfuil*
croidhe eaglach, Bíthí láidir, ná himeag-
luighidh: féuchuidh, tiucfaidh bhur Ndía
*lé* dioghaltas, tiucfaidh Dia *lé* luáidheachd;
tiucfa sé agus sáorfa sé sibh.
5 Ann sin oisceoltar súile na ndall, agus
biáidh clúasa na mbodhar gan stopadh.
6 Annsin lingfios an duine bacach
amhuil fiadh, agus canfuidh teanga an
bhailbh *céol:* agus brisfid uisgeadha
amach annsa bhfásach, agus srutháin
annsa díothramh.
7 Agus tiucfuidh an fearann tirim chum
bheith na lochán, agus an fearann tart-
mhar na shrothaibh uisge: a náitreabh
na ndragún, mar a luighionn gach áon,
*biáidh* féur maille re giolcach agus re
lúachair.
8 Agus biáidh slighe mhór ann sin,
agus bealach, agus goirfighear dhe, Bealach
na náomhthachda; ní shíubholnid na
neamhghloin thríd; acht *biáidh* sé na
ccoinnesion: an fear siubhail, agus na
hamadáin, ní rachuid a mugha *ann.*
9 Ní bhiáidh leomhan ar bith annsin,
ní mo rachus aóinbheathach fúaduighthe
súas ann, ní bhfuighthior annsin é; acht
siubholuidh an drong fhúascaltar *ann:*
10 Agus fillfid an mhéid fhúasglas an
TIGHEARNA, agus tiucfuid go Síon maille
ré céol agus re gáirdeachus síorruidhe ar a
cceannuibh: glacfuid síad gáirdeachus agus
lúathgháir, agus teithfidh dóbrón agus
osnadhach úatha.

## CAIB. XXXVI.

*Do shuigh Senacherib a ttimchioll Ierusalem.*

ANOIS tárla annsa cheathramhadh
blíadhain déug don rígh Heseciah,
*go* ttáinic Senacherib rígh na Hassíria
súas a naghaidh uile chaithreach daingean
Iúdah, agus gur ghabh sé íad.
2 ¶ Agus do chuir rígh na Hassíria
Rabsáceh ó Lachis go Hierusalem gus an
rígh Heseciah maille ré slúagh mór. Agus
do sheas sé láimh ré píob thobair an
locháin úachdaraigh a slighe mhóir mhach-
aire a núcaire.
3 Ann sin tháinic chuige amach Eliacim,
mhac Hilciah, noch do bhí ós cionn an
tighe, agus Sebna an scribhneóir, agus
Ioah, mhac Asaph, an cuimhnightheóir.
4 Agus a dúbhairt Rabsáceh ríu,
Abruidhsi anois ré Heseciah, Is marso
a deir an rígh mór, rígh na Hassíria,
Cred é an daingeanso iona *bhfuil* do
dhóthchus?
5 A déarad, achd *is* bríathra díomhaine
íad, *Atá* comhairle agus neart agumsa
chum cogaidh: a nois cía as a bhfuil
do dhóthchus, as a bhfuil tú ag cogadh
am aghuidhsi?
6 Féuch, dóthchusaigh tú a maide
giolcuighe briste, air a Négipt; noch má
luighionn duine air, rachas ann a láimh,
agus thollfas í: marsin *atá* Pharao rígh
na Hégipte do gach áon chuirios a dhóigh
ann.
7 Acht má deir tusa riomsa, Ata ar
ndóthchus annsa TIGHEARNA ar Ndía;

nach eision an té, a rug Heseciah a áite árda agus a altóra leis, agus a dubhairt ré Iúdah agus re Ierusalem, Adhorthaoi a bhfiadhnuise na haltórasa?

8 A nois ar a nadbharsin, guidhim thú, tabhair braighde, dom mhaighistirse rígh na Hassiria, agus do bhéara misi dhuitsi dhá mhíle each, mas féidir leachdsa marcshlúagh do chur orra.

9 Ciondus marsin iompochus tú ar ccúl adhaigh áon chaiptín amhain do na serbhíseachaibh is lúgha ag mo mhaighistir, agus chuirfeas tú do dhoigh annsa Négipt ar son carbad agus marcshluáigh?

10 Agus an ttáinic misi a nois a níos gan an TIGHEARNA a naghaidh na tírese dá scrios? a dúbhairt an TIGHEARNA riom, Imthigh súas a naghaidh na tíresin, agus scrios í.

11 Annsin a dúbhairt Elíacim agus Sebna agus Ioah ré Rabsáceh, Guidhim thú, labhair, re do shearbhfhoghantaibh san teangaidh Shírianta; óir tuigmíd í: agus ná labhair rinn san teangaidh Iúduigh, a cclúasaibh an phobail noch *atá* air an mballa.

12 Acht a dúbhairt Rabsáceh, Nar chuir mo mhaighistir misi chum do mhaighistirsi agus chugadsa do labhairt na mbríatharso? nach ar *chuir sé mé* chum na ndaóine noch shuighios air an mballa, chor go níosaidís a notrach féin, agus go nibhthedís a mún féin maille ribhsi?

13 ¶ Ann sin do sheas Rabsáceh, agus déigh sé do ghuth árd san teangaidh Iúduighe, agus a dúbhairt, Eistighsi bríathra an rígh mhóir, rígh na Hassíria.

14 Marso a deir an rígh; Ná mealladh Heseciah sibh: óir ní bhiáidh air a chumas bhur ccosnamh.

15 Agus ná tugadh Heseciah oruibh dóthchusadh ann sa TIGHEARNA, gha rádh, Sáorfuidh an TIGHEARNA sinn gan amharus: ní sheachodar an chathairsi a láimh rígh na Hassíria.

16 Ná héistigh re Heseciah: oir is marso a deir rígh na Hassíria, Déanaidh *réiteach* riomsa maille *re* cúmha, agus tigidh amach chugam: agus itheadh gach aon aguibh dá fhíneamhuin, agus gach aon dá chrann fíge, agus ibhidhsi gach áon aguibh uisge a thiubraide féin;

17 Nó go ttí misi agus go mbeiridh mé liom sibh go tír cosmhail re bhur ttír féin, dúthaigh arbha agus fhíona, dúthaigh aráin agus lúbhghort fhíneamhna.

18 *Bíthí ar bhur ccoimhéad* deagla go ccorrochadh Heseciah sibh, gha rádh, Sáorfuidh an TIGHEARNA sinn. Nar sháor áon do dhéibh na ccineadhach a dhúthaigh as láimh rígh na Hassíria?

19 Cáit a *bhfuilid* dée Hamat, agus Arphad? cáit a *bhfuilid* dee Sepharbhaim? agus nar sháoradar Samaria as mo láimhse?

20 Cía *híad* a measg uile dhée ná ttíorthadhso, do sháor a ndúthaigh as mo láimhsi, as a sáorfadh an TIGHEARNA Ierusalem as mo láimh?

21 Acht do thochdadarsan, agus níor fhreagradar áon fhocal dó: óir do bí aithne an rígh, gha rádh, Ná freagraidh é.

22 Annsin tháinic Eliacim, mhac Hilciah, noch *do bhí* ós cionn an tighe, agus Sebna an scribhneóir, agus Ioah, mhac Asaph, an cuimhnightheóir, go Heseciah go *na* néuduighibh réubtha, agus dinnsiodar dhó briathra Rabsáceh.

## CAIB. XXXVII.

*Do bhuáil aingeal Dé 185,000 Assirianach. 37 Agus a mhic féin, Senacherib.*

AGUS tárla, a nuáir do chúala an rígh Heseciah *sin*, gur bhris sé a éadach, agus dfoluigh sé é féin le saicéadach, agus do chuáidh sé go tigh an TIGHEARNA.

2 Agus do chuir sé Eliachim, noch do *bhí* ós cionn an tighe, agus Sebna an scribhneóir, agus sinsir na sagart foluighthe le saicéadach, gus an bhfáidh Isaiah mhac Amos,

3 Agus a dubhradar ris, Is marso a deir Heseciah, *Is* lá buáidheartha, agus bagair, agus blasphémigh an láso: óir thangadar na leinibh a náit a mbeirthe, agus ni *bhfuil* neart ar a mbreith.

4 Do bféidir go ccluinfeadh an TIGHEARNA do Dhíase bríathra Rabsáceh, noch do chuir rígh na Hassíria a mhaighistir do mhaslughadh an Dé bhí, agus go naithbheoruidh sé na bríathra do chúala an TIGHEARNA do Dhíase: uímesin tóg súas hurnaigh ar son a nfuighill do fágbhadh.

5 Marsin thangadar searbhfhoghantuighe an rígh Heseciah go Hisaiah.

6 ¶ Agus a dubhairt Isaiah ríu, Marso a déarthaói ré bhur maighistir, Is marso a deir an TIGHEARNA, Ná bíodh eagla ort ris na bríathruibh do chúala tú, ré ar scannluighiodar searbhfhoghantuighe rígh na Hassíria misi.

7 Féuch, cuirfidh mé filleadh air, agus cluinfidh sé tormán, agus fillfidh sé dhá thír féin; agus do bhéara mé air tuitim ris an ccloidheamh iona thír féin.

8 ¶ Marsin dfill Rabsáceh, agus fuáir sé rígh na Hassíria ag cogadh a naghaidh Libnah: oir do chúala sé gur imthigh sé as Lachis.

9 Agus do chúaluidh sé dha rádh a ttaóibh Thirhacah rígh na Hetíopia, Tháinic sé amach do chogadh riotsa,

Agus a nuáir do chúala sé *sin*, do chuir sé
teachda go Heseciah, gha rádh,
10 Is marso laibheorthaói ré Heseciah
rígh Iúdah, gha rádh, Ná mealladh do
Dhía, iona bhfuil do dhóigh thú, gha rádh,
Ní thiubharthar Ierusalem a láimh rígh na
Hassíria.
11 Féuch, do chúala tú cred do rinn-
eadar ríghthe na Hassíria ris a nuile
thír dá léirscrios; agus an sáorfuighthear
thusa?
12 Nar sháoradar dée na ccineadhach
an mhéid do sgriosadar maithrese, Gósan,
agus Háran, agus Reseph, agus clann
Eden noch do *bhí* a Dtelassar?
13 Cáit *a bhfuil* rígh Hamat, agus rígh
Arphad, agus rígh caithreacha Sephar-
bhaim, Hena, agus Hibhah?
14 ¶ Agus do ghlac Heseciah an litir
as láimh na tteachdadh, agus do léigh sé í:
agus do chuáidh Heséciah súas go tigh an
TIGHEARNA, agus do leathnuigh sé í a
bhfíadhnuise an TIGHEARNA.
15 Agus do ghuidh Heseciah chum an
TIGHEARNA, gha rádh,
16 O a THIGHEARNA na slógh, Día
Israel, noch áitreabhus *edir* na cherubínigh,
*is* tu an Día, thúsa féin amháin, do uile
rioghachdaibh na talmhan: is tú do rinne
neamh agus talamh.
17 Cláon do chlúas, a THIGHEARNA,
agus cluin; oscail do shúile, a THIGH-
EARNA, agus faic: agus éist uile bhríathra
Shennacherib, noch do chuir úadh do
scannlughadh an Dé bhí.
18 Go firinneach a THIGHEARNA, do
rinneadar ríghthe na Hassíria fásach do na
huile chineadhachaibh, agus dá ttíorthaibh.
19 Agus do theilgeadar a ndée annsa
teine: óir níor dhée íad, acht obair lámh
daóine, crann agus cloch: uimesin do
sgriosadar íad.
20 A nois ar a nadhbharsin, a THIGH-
EARNA ar Ndía, sáor sinn ó na láimh, chor
go mbía a fhios ag uile rioghachdaibh na
talmhan *gur* tú an TIGHEARNA, thusa
féin amháin.
21 ¶ Ann sin do chuir Isaiah mhac
Amos fios chum Heseciah, gha rádh, Is
marso a deir an TIGHEARNA Día Israel,
A náit ar ghuidh tú mé a naghaidh She-
nacherib rígh na Hassíria:
22 *Ag* so an focal do labhair an TIGH-
EARNA dhá tháobh; Do tharcuisnigh, an
mhaighdion, inghean Síon thú, *agus* do
rad gáir fhochmhuide fúd; do chroith
inghean Ierusalem a ceann ort.
23 Cía scannluigh tú agus cía mhasluigh
tú; agus cía a naghaidh ar árduigh tú *do*
ghuth, agus ar thóg tú do shúile súas go
hárd? *eadhon* a naghaidh Aóin Náomhtha
Israel.
24 Le do shearbhfhoghantuibh do
mhasluigh tú an TIGHEARNA, agus a
dubhairt tú, Lé hiomad mo charbad tháinic
mé a níos go hárd na slíabh, go himlibh
Lebanon, agus géarrfa mé síos crainn
árrachda cedair, agus togha a ccrann
giumhuis: agus rachaidh mé a mullach a
théorann, *agus* a bhforaóis a Charmel.
25 Do thochail mé, agus dibh mé uisge;
agus le bonn mo choise do thiormuigh mé
súas uile shrotha an daingin.
26 Nach ccúalaidh tú fada ó shin,
*cionnus* do rinne misi é; *agus* ó na sean-
aimsearuibh, ciondus do chum mé é?
agus a nois do chríochnuigh mé é, chor go
mbeithéasa ag déanamh fásaidh do chaith-
reachaibh daingne na ccárnuibh folmha.
27 Uimesin do bhádar a náitreabhthuigh
ar bheagán neirt, do lagadh agus do
hainbhfainneadh íad: do bhádar *amhuil*
féur na faighthe, agus *mar* an luibh nglais,
*mar* an bhféur ar mhullach na ttightheadh,
agus *mar ghort* tséidthe suil fhasas sé
súas.
28 Acht atá fios do chomhnuighe agam-
sa, agus do dhul amach, agus do theachda
a steach, agus do chuthach am aghaidhsi.
29 Do bhrígh go ttáinic do chúthach am
aghaidh, agus do bhuaidhreadh, súas am
chlúasaibh, uimesin cuirfe mé mo dhubhán
ann do shróin, agus mo shrían ann do
bhéul, agus fillfe mé ar hais thú annsa
tslighe iona ttáinic tú.
30 Agus biáidh so na chomhartha agad,
Iostaói an bhliadhainsi an ní fhasas úadha
féin; agus an dara blíadhain an ní fhásas
de sin: agus an treasblíadhan siolchuiridh,
agus bainidh, agus plannduighidh fíneamh-
na, agus ithidh a ttoradhsan.
31 Agus an fuighioll fhuigfighear do
thigh Iúdah géabhuid a rís fréamh síos,
agus do bhéaraid toradh súas:
32 Oír rachaidh fuighioll amach as
Ierusalem, agus an dul as ó shliabh Síon:
do dhéana teasghrádh THIGHEARNA na
slógh so.
33 Uime sin is marso a deir an TIGH-
EARNA a ttáobh rígh na Hassíria, Ní
thiucfa sé don chathruighsi, ní chaithfidh
se soighiod innte, agus ni thiucfa sé as a
coinne le scíathaibh, agus ní theilgfidh sé
cladh re na haghaidh.
34 Annsa tslighe iona ttáinic sé, annsa
tslighe chéadna fhillfios sé, agus ní thiucfa
sé don chathruighsi, a deir an TIGHEARNA.
35 Oír cuimhdeochuidh misi an chath-
airsi dá didean ar mo shon féin, agus ar
son mo sheirbhísigh Dáibhi.
36 ¶ Annsin do chuáidh aingeal an
TIGHEARNA amach, agus do bhuáil sé a
bhfoslongphort na Nassírianach céud
ceithre fithchid agus cúig mhíle: agus a

nuáir do éirgheadar go moch ar maidin, féuch do *bhádar* uile na ccorpuibh marbha.

37 ¶ Marsin dimthigh Sennacherib rígh na Hassíria, agus do ghluáis agus dfill sé, agus do rinne sé comhnuidhe a Ninibheh.

38 Agus tárla, mar do bhí sé ag adhradh a ttigh Nisroch a dhía, gur bhuáil Adramelech agus Sareser a mhic é leis an ccloidheamh; agus dimthigheadar go crích an Harménia, agus do ríoghuidh Esarhadon a mhac ionna áit.

## CAIB. XXXVIII.

*Heseciah ar faghail a shlainte, 9 tug se do Dhia buidheachas.*

ANNSNA láethibhsi do bhí Heseciah tinn chum báis. Agus thainic an fáidh Isaiah mhac Amos chuige, agus a dubhairt ris, Marso a deir an TIGHEARNA, Cuir do thigh a nórdughadh: óir do gheabha tú bás, agus ní mhairfe tú.

2 Ann sin dfill Heseciah a adhaigh leath ris an mballa, agus do ghuidh sé chum an TIGHEARNA,

3 Agus a dubhairt, Cuimhnigh anois, a THIGHEARNA, guidhim thú, mar do shiubhuil mé ann thfiaghnuise a bhfírinne agus maille ré croidhe iomlán, agus go ndéarna mé *an ní is* maith ann do radharc. Agus do ghuil Heseciah go géur.

4 ¶ Annsin tháinic bríathar an TIGHEARNA go Hisaiah, ga rádh,

5 Imthigh, agus abair re Heseciah, Mar so a deir an TIGHEARNA, Día Dháibhi hathar, do chúala mé do ghuidhe, do chonnairc mé do dhéora: féuch, cuirfidh mé a cionn do láetheadh cúig bliadhna déug.

6 Agus sáorfa mé thúsa, agus an chathairsi as láimh rígh na Hassíria: agus dídeonuidh mé an chathairsi.

7 Agus *biáidh* so na chomhartha agad ón TTIGHEARNA, go ndéana an TIGHEARNA an ní so a dubhairt sé;

8 Féuch, do bhéara mé a rís sgáile na ccéimionn, do chúaidh síos don ghréin a ccéimibh Ahas, deich ccéime ar a nais. Annsin dfill an ghrían deich ccéime, réir na céimibh lé a ndeachuidh síos.

9 ¶ Scríbhinn Heseciah rígh Iúdah, a nuáir do bhí sé tinn, agus déirghidh sé ó na thinneas:

10 A dubhairt misi a ngearradh mo laétheadh, Rachaidh mé go geatadhuibh na huáighe: do beanadh an chuid oile dom bhlíadhnuibh dhíom.

11 A dubhairt mé, Ní fhaicfe mé an TIGHEARNA, *eadhon* an TIGHEARNA, a ttír na mbéo: ní fhaicfidh mé duine ní as mó maille ré háitreabhachaibh an domhuin.

12 Dimthigh máitreabhadh, agus do háthruigheadh uáim í mar lóistín áodhaire: do gheárr mé amhuil figheadóir mo bheatha: gearrfa sé amach mé maille re tinnios fadálach: ón ló gus a noidhche chuirfios tú deireadh liom.

13 Do chomháir mé go maidìn, amhuil leomhan, brisfe sé mo chnámha uile: ón ló *gus* a noidhche chuirfios tú deireadh líom.

14 Amhuil corr *nó* áinléog, is marsin do chanráin mé: dosnuigh mé mar cholum: do bhadar mo shúile, *tógtha* suas a náirde: a THIGHEARNA, atáim ar mo shárughadh; gabh do láimh mé.

15 Cred a déara mé? do labhair sé féin riom, agus isé féin do rinne riom *é*: imeochaidh mé go mín ar feadh mo uile bhlíadhan a searbhus manma.

16 O a THIGHEARNA, is leis na *neithibhsi* mhairíd *daóine*, agus annsna *neithibhsi* uile *atá* beatha mo spioraide: léoso thárthochuis tú mé, agus do bhéara tú orum marthainn.

17 Feuch, arson síodhchana fuáir mé searbhus mór: acht ar ghrádh manma do *sháor* tusa é ó pholl an truáillighthe: óir ro theilgis mo pheacuidhe uile táobh shíor dot dhruim.

18 Óir ní fhéadann a nuáigh do mholadh, ní fhéadann an bás do mhóradh: ní fhéadann an drong théid síos san pholl dóthchusnigh ann thfírinne.

19 An béo, an béo, molfa sé thú, mar *do nímsi* a niugh: agus foillseochuidh an tathair thfírinne don chloinn.

20 Do *bhí* an TIGHEARNA *ullamh* chum mo sháortha: uimesin canfam ar ccainticе uile láethe ar mbeatha a ttigh an TIGHEARNA.

21 Oír a dubhairt Isaiah, Glacaidís meall fígeadh, agus leagaidís mar cheirín ar an neascóid *é*, agus mairfidh sé.

22 A dubhairt fós Heseciah, Créd *é* an comhartha le a racha mé súas go tigh an TIGHEARNA.

## CAIB. XXXIX.

*Peacadh Heseciah, 6 a smacht, 8 agus a aithreachus.*

ANNSA namsin do chuir Merodach-Baladain, mhac Baladan, rígh na Babilóine, litreacha agus preasanta go Heseciah: óir do chúala sé go raibh sé tinn, agus go ttáinic sé as.

2 Agus do bhí Heseciah lúathgháireach rompa, agus do thaisbéin sé dhóibh tigh a shéud mórluáigh, an tairgiod, agus an tór, agus na spíosra, agus a nola mhórluáigh, agus tigh a arm uile, agus a nuile ní dá raibh iona ionnmhusaibh: ní raibh aoinní ann a thigh, nó ann a thighearnus uile, nach ar thaisbéin Heseciah dhóibh.

3 ¶ Annsin tháinic Isaiah an fáidh gus an rígh Heseciah, agus a dubhairt ris, Cred a dubhradar na daóinesi? agus cáit as a ttangadar chugadsa? Agus a dubhairt Heseciah, Thangadar as tír imchéin chugam, *eadhon* ón Bhabilóin.

4 Annsin a dubhairt seision, Cred do chonncadar ann do thigh? Agus do fhreagair Heseciah, Do chonncadar a nuile ní dá *bhfuil* ann mo thigh: ní bhfuil aoinní a measg mionnmhuis nach ar thaisbéin mé dhóibh.

5 Annsin a dubhairt Isaiah re Heseciah, Eist bríathar THIGHEARNA na slógh:

6 Féuch, tiúcfuid na láethe, iona mbéarthar *a bhfuil* ann do thigh, agus ar chuireadar haithre súas a stór gus an ló a niugh, don Bhabilóin: ní fhúigfighear aóinní, a deir an TIGHEARNA.

7 Agus béaruid léo, cuid dot mhacaibh noch thiucfas uait, noch ghinfeas tú; agus béid na ccaillteannachuibh a bpálás righ na Babilóine.

8 Annsin a dubhairt Heseciah re Hisaiah, *Is* maith briathar an TIGHEARNA noch do labhair tusa. Agus a dubhairt sé, Oír biáidh síothchain agus fírinne ann mo láethibhsi.

## CAIB. XL.

*Tairrgir air aimsir Chríosd agus an tsoisgeil, 3 lé reamhghairm Eoín bhaiste.*

MEISNIGHIDH sibh, meisnighibh sibh mo phobal, deir bhur Ndía.

2 Labhruidh go meisneamhuil ré Hierusalem, agus fúagruidh dhi, gur críochnuigheadh a cogadh, gur maitheadh a héigceart: óir do ghlac sí as láimh an TIGHEARNA *díol* dúbalta ar son a huile peacaidh.

3 ¶ Guth an té fhúagras ann sa bhfásach, Gléasuidh slighe an TIGHEARNA, déanaidh díreach annsa díothramh slighe mhór dar Ndía.

4 Airdeochthar gach uile ghleann, agus ísleochthar gach slíabh agus gach cnoc: agus do dhéantar an cam díreach, agus na háite garbha mín:

5 Agus foillseochar glóir an TIGHEARNA, agus do chífidh a nuile fheóil *é* a néainfheachd: óir béul an TIGHEARNA do labhair *é*.

6 A dubhairt an guth, Fúaguir. Agus a dubhairt seision, Cred fhuaigeoras mé? Is féur a nuile fheoil, agus *atá* a mhaith uile mar bhláth an mhachaire:

7 Críonuidh an féur, searguidh an bláth; do bhrígh go séidionn spiorad an TIGHEARNA air: go deibhin *is* féur na daoine.

8 Críonuidh an féur, searguidh an bláth: achd seasfuidh bríathar ar Ndé go bráth.

9 ¶ A Shíon noch do bheir leachd scéula maithe, éirigh súas air a tslíabh árd; a Ierusalem, do bheir scéula maithe leachd, tóg súas do ghuth maille re neart; tóg súas *é*, ná bíodh eagla ort; abair re caithreachaibh Iúdah, Féuchaidh bhur Ndía!

10 Féuch, tiucfuidh an Tighearna DIA lé *láimh* láidir, agus ríaghlochuidh a rígh ar a shon: féuch, *atá* a luáidheachd maille ris, agus a obair roimhe.

11 Beathochuidh sé a thréud amhúil áodhaire: cruinneochaidh sé na huáin le na láimh, agus iomchoruidh sé iona ucht *iad, agus* tiomáinfidh go mín an chuid iona mbí óig.

12 ¶ Cia thomhais na huisgeadha a cclár a dhéarnainne, agus do dhírigh amach neamh lé réis, do chruinnidh luáithreadh na talmhan a miosur, agus do chomhthromuigh na sléibhte a gcomhthrom, agus na cnoic a sgála?

13 Cia dhírigh Spiorad an TIGHEARNA, nó ar mbeith na chomhairleach aige cía mhúin é?

14 Cia ré a ndéarna sé comhairle: agus *cía* theagaisg é, agus do mhúin é a ccasán an bhreitheamhnuis, agus do mhúin éolus do, agus do thaisbein dó slighe na tuigse?

15 Féuch, *atáid* na cineadacha amhail bráon buicéid, agus atáid ar na meas amhuil luáithreadh beag an scála: Féuch, tógbhuidh sé súas na hoiléin mar ní ro bheag.

16 Agus ní lór Lebanon ré a losgadh, agus ní lór a bheathuigh mar ofrail loisge.

17 *Is* neimhni na cineadhach uile dá lathair: agus meastar leision íad ní sa lugha ná neimhni, agus díomhaóineas.

18 ¶ Marsin cía ré samhleochuidhe Día? nó cía an chosamhlachd chuirfidhe iona choimhmeas?

19 Leaghaidh an fear oibre íomháigh ghreanta, agus folchaidh ceard a nóir í timchioll le hór, agus teilgidh sé slabhradha airgid.

20 An té bochtuighthear mar sin, ionnus nach bhfuil ofráil aige toghuidh sé crann *nach* lobhann; íarruidh sé chuige oibrigh glic dullmhughadh íomháighe greanta *nach* ccorrochthár.

21 Nach fios daóibhsi? nach ccúalabhair? nach ar hinnseadh dhíbh ó thosach? nach ar thuigeabhair ó bhunáitibh na talmhan?

22 An té shuidhios ar rotha na talmhan, agus atáid áitreabhthuigh sin amhuil dreoláin teasbhuidh; noch leáthnuighios amach na neamha amhuil cúirtín, agus shreathnuighios amach íad amhuil páilliúin do dhéanamh comhnuighe:

23 Noch do bhéir na prionnsadha a

nemhní; do ní sé breitheamhuin na talmhan amhuil díomhaóineas.

24 Fós, ní planndochthar íad: fos, ní siolchuirfighear íad: fós, ní ghéabhuidh a mbun fréumh annsa talamh: agus séidfidh sé fós orra mar an ccéadna, agus críonfuid, agus béaruidh an gháoth ghuairdéain lé íad amhuil connlach.

25 Ar a nadhbharsin, cía ré saimhleochtháoi misi, nó cía re a mbíad cosmhail, a deir an Táon Naomhtha?

26 ¶ Tógbhuigh súas bhur súile go hárd, agus féuchaidh cía do chruthaidh na *neithesi*, noch do bheir a slógh amach le háireamh: goiridh sé uile íad as a nanmannaibh le méud a chumhachd, óir *atá sé* láidir a ccumhachdaibh; ní fhaillighionn áon é.

27 Cred fá nabair tusa, a Iácob, agus a labhrann tú, a Israel, Atá mo shlighe a bhfolach air an Tighearna, agus do chuáidh mo bhreitheamhnus thairis óm Dhía?

28 Nach raibh a fhios agad? nach ccúala tú, *nach* lagaidhthear an Día siorruidhe, an Tighearna, Cruthaightheóir théorann na talmhan, agus nach ccuirthior é? ní *bhfuil* scrúdagh ar bith air a thuigsin.

29 Do bheir sé cumhachda do nanbhfann; agus don *droing* ag nach *bí* neart méuduighidh sé neart.

30 Laigeochthar fós na hogánuigh agus béid coirthe, agus tuitfid na hóigthir thrid amach:

31 Acht an drong fheithios air an Tighearna athnúadhuighid síad *a* neart; éreochuid súas le sciatháinuibh amhuil iolair; riothfaid síad, agus ní bhéid coirthe; *agus* siubhoiuid, agus ní bhéid síad anbhfann.

CAIB. XLI.

*Biodh gur beag tréud Israel, 10 neartochuidh Día íad.*

TOCHDUIGHIDH dom lathairsi, sibhsi a oiléana; agus athnúadhaidís na daoine *a* neart: tigdís a ccomhfhogus; labhraidís annsin: tigeam a bfogus a naóinfheachd chum breitheamhnuis.

2 Cia thóg súas an fíréan ó noirthear? do ghoir chum a choise é, thug na cineadhacha dá lathair, agus thug air ríaghladh ós ciona ríghthe? thug sé íad amhuil luáithreadh dha chloidheamh, *agus* mar chonnlach teilgthe, dha bhogha.

3 Do lean sé íad, *agus* dimthigh sé slán; *eadhon* annsa tslighe ann nar shiubhuil sé le na chosaibh.

4 Cía doibrigh agus do rinne *é*, ag gairm sleachdan ó thosach? misi an Tighearna, céadna, agus leis a ndeighionach; *is misi é*.

5 Do choncadar na hoileáin *sin*, agus degluigheadar ris; do bhádar corra an domhain eaglach, do thairngiodar a ngar, agus thangadar.

6 Do chuidigh gach áon aca le na chomharsoin; agus a dubhairt *gach aon aca* re na dhearbhrathair, Bí meisneamhuil.

7 Marsin thug an sáor meisneach do chéard a nóir, *agus* an té mhínighios *leis* a nórd don té bhuáileas a ninneóin, gha rádh, *Atá* sé réidh chum táthuighe: agus do dhaingnidh sé é lé tairngibh, iondus nach ccoirreochthaói é.

8 Acht is *tusa*, a Israel, mo shearbhfhoghantuighe, Iácob noch do thogh mé, síol Abraham mo chara.

9 *Thusa* noch thug mé ó chorruibh na talmhan, agus do ghoir mé thú ó na daoinibh oirdhearca, agus a dubhairt riot, *Is* tú mo sheirbhíseach; do thogh mé thú, agus níor theilg mé seachad thú.

10 ¶ Ná bíodh eagla ort; óir atáimsi maille riot: ná bí laigbhrígheach: óir is misi do Dhía: neirteochuidh mé thú: fós, cuideocha mé leachd; fós, cuinneocha mé súas thú le láimh dheis mo cheirt.

11 Féuch, náireocha agus claóidhfighear íad uile noch do las ad aghaidh: béid síad amhuil nemhní; agus díoghbháidhfidh an mhéid throídfios riot.

12 Iárfa tú íad, agus ní bhfuighe tú íad, *eadhon* an drong do cheannairg riot: biáidh an lucht do chogaidh ad aghaidh amhuil nemhní, agus mar ní gan fheídhm.

13 Óir misi an Tighearna do Dhía choinneochus do lámh dheas, ghá rádh riot, Ná himeagluidh; cuideochuidh mé leachd.

14 Ná heagluidh, thusa a chnuimh Iácob, *agus* sibhsi a phobal Israel; cúideochuidh mé libhsi, a deir an Tighearna, agus do shlánaightheóir, Aon Náomhtha Israel.

15 Féuch, do dhéana mé dhíot núadhionstrument bhuáiltegeur agá mbéid fiacla: buáilfe tú na sléibhte, agus buáilfe tú go mion *íad*, agus do dhéana tú na cnoic amhuil cáith.

16 Cáithfidh tú íad, béaruidh an ghaoth lé íad, agus cráobhsgaóilfe an gháoth ghuáirdeáin íad: agus gáirdeochuidh tusa annsa Tighearna, agus do dhéana tú glóir a Náon Náomhtha Israel,

17 A *nuáir* íarrfuid na boicht agus na ríachdanuigh uisge, agus nach *bía sin ann*, *agus* go bhfailleochuidh a tteanga lé tart, cluinfidh misi an Tighearna íad, misi Día Israel ní thréigfe mé iad.

18 Oisceoluidh mé aibhne a náitibh arda, agus toibreacha a lár na ngleann: do dhéana mé lochán uisge do nfásach, agus tiobruide fíoruisge do nfearann thirim.

19 Plainndeocha mé na Séadair annsa

bhfásach, an crann Sittah, agus an mirtle, agus an crann ola; cuirfe mé annsa díothramh an crann giumhais, *agus* an pínan, agus an crann bocsa a naóinfheachd:

20 Iondus go bhfaicfid, agus go naitheonuid, agus go measfuid, agus go dtuicfid a naóinfheachd, gur bí lámh an TIGHEARNA do rínne so, agus gur bé Aon Náomhtha Israel do chruthaigh é.

21 ¶ Tabhruidh bhur ccúis a lathair, ar san TIGHEARNA; tugaidh a lathair bhur-*bhfádh* neartmhartha, ar sa Rígh Iácob.

22 Tigedís, agus foillsighedís dhúinn cred theigeomhus ann: táisbeanaidís na céaidneithe, cred íad féin, chor go measfuim íad, agus go mbía fios a ccríche deighionuighe aguinn; nó foillsighedís dúinn na neithe atá ag teachd.

23 Taisbeanuidh na neithe atá ag teachd na dhiáigh so, agus biáidh a fhios aguinn *gur* dée sibh: déanaidh fós maith, nó déanaidh olc, marsin úamhnuigheam, agus chífeam a naóinfheachd.

24 Féuchuidh, ní *bhfuil* ionnuibh acht neimhní, agus bhur nobair gan tábhachd: is adhfúathmhar an *té* thoghas sibh.

25 Do thog misi *áon* súas as an ttuáisceart, agus tiucfa sé: ó éirghe gréine ghoirfios sé air mainmsi: agus tiocfa sé air phrionnsadhuibh amhuil *ar* mhoirtéur, agus amhuil shaltras fear déanta na bpotadh an chriaidh.

26 Cía shoillsigh ó thosach, chor go mbía a fhios aguinne? agus roimhe a naimsir, chor go naibéoraidís, Atá sé fíréunta? aseadh, *ní bhfuil* aon thaisbeanas, *ní bhfuil* fós, áon shoillsighios, fós, *ní bhfuil* áon éistios bhur mbríathra.

27 *Déara* an céidfhear re Sion, Féuch, féuch íad, agus do bhéara misi do Ierusalem áon noch do bhéuras scéula maithe léis.

28 Oír dféuch misi, agus *ní raibh* duine ar bith iona measc; agus *ní raibh* comhairleach ar bith, noch, a núair do fhiafruigh mé dhiofa, do fhreagradh focal.

29 Féuch, *atáid* síad uile na ndiomhaóineas; *is* neimhní a noibreacha: is gáoth agus is eadarbhuáis a níomháighe leaghtha.

## CAIB. XLII.

*Teachd Iosa Críosd, 2 le trócairé, 13 agus le mórdhacht.*

FEUCH mo sheirbhíseach, noch gabhuim orum; mo rogha, *ann* a bhfuil dúil manma; do chuir mé mo spiorad air: do bhéara sé breitheamhnus amach chum na ngeinteadh.

2 Ní dhéanaidh sé éimhghe, ní thóigfe sé súas, agus ní thiubhra fa deara a ghuth do chluinsion annsa tsráid.

3 Ní bhrisfe sé giolcach brúite, agus ní mhúchfa sé an líon deatamhuil: do bhéara sé breitheamhnus amach chum fírinne.

4 Ní fhailleochadh sé agus ní bhiáidh sé meata, nó go ccuiridh sé breitheamhnus annsa talamh: agus feithfidh na hoiléin ar a dhligheadh.

5 ¶ Is marso a deir Día an TIGHEARNA, an té do chrúthaigh na neamha, agus do shín amach íad; an té do shreathnuigh amach an talamh, agus an ní thig amach as; an té do bheir anál do na daoinibh air, agus spiorad don mhéid shiubhluighios ann:

6 Misi an TIGHEARNA do ghoir thú a bhfíréantachd, agus coinneocha mé do lámh, agus comhéadfad thú, agus do bhéarad thusa mar chunradh don phobal, mar sholus do na geintibh;

7 Dfoscladh na súl ndall, do thabhairt na bpríosúnach amach as an bpríosún, *agus* na muinntire shuidhios a ndorchadas amach as tigh an phríosúin.

8 Is *misi* an TIGHEARNA: sé sin mainm: agus ní thiubhra mé mo ghlóir do neach oile, nó mo mholadh díomháighibh grábhálta.

9 Féuch, thangadar na céidneithe a ccrích, agus foillsighim na neithe núadha: suil fhásaid síad amach innisim dhibh íad.

10 ¶ Canaidh don TIGHEARNA caintic núadh, *agus* a mholadh ó imiol na talmhan, sibhsi do théid síos chum na fairge; agus a nuile ní dá bhfuil innte; na hoiléin, agus a náitreabhthacha.

11 Tógbhadh an fásach agus a chaithreacha súas *a nguth,* na bailte ann a náitrighionn Cédar: canaidís dúthchusaigh na cairge, gáiredís ó mhullach na slíabh.

12 Tugaidís glóir don TIGHEARNA, agus foillsighedís a mholadh annsna hoiléanuibh.

13 ¶ Rachaidh an TIGHEARNA amach amhuil duine cumhachtach, coirreochuidh sé éud súas amhuil fear cogaidh: gáirfidh sé, fós, núallfa sé; béara sé buáidh ar a naimhdibh.

14 Do choisg mé re fada; do bhí mé am thochd, *agus* do chuir mé srían riom féin: *anois* comhaircfe mé amhuil bean re niodhnuibh; scriosfa mé agus millfe me a naóinfheacht.

15 Do dhéana mé sléibhte agus cnoic na bhfásach, agus críonfa mé súas a luibhe uile; agus do dhéana mé oiléin do na haibhnibh, agus tiormocha mé súas na locháin.

16 Agus do bhéara mé na daill a slighe *nach* aithne dhóibh; tréorochuidh mé iad a slighe nar bhfeas dóibh: do dhéana mé an dorchadas na sholus rompa, agus na neithe cama díreach. Ag so na neithe dhéanas mé dhóibh agus ní thréigfe mé íad.

17 Fillfíghthear ar a nais íad, biáidh
náire mhór air an droing, dhóthchusuighios
a níomháighibh ghreanta, noch a deir ris na
híomháighibh leaghtha, *Is* sibh ar ndée.
18 ¶ Cluinidh, a bhodhra; agus féuch-
uidh, a dhalla, chor go bhfaicfidhe.
19 Cía *is* dall, achd mo sheirbhíseachsa?
nó bodhar, mar mo theachtaire *do* chuir
mé úaim? cía as dall mar *an té atá*
iomlán? nó dall mar shearbhfhoghantuigh
an TIGHEARNA?
20 Ag faicsin mhóráin neithe, acht ní
thabhair tú dot aire; ag foscladh na cclúas,
achd ní chluin sé.
21 Do thaitin ris an TTIGHEARNA ar
son a fhíréantachda; dó dhéana sé an
dligheadh do mhórughadh, agus do dhéana
sé oirdheirc *é*.
22 Acht *is* daóine íadso sladtha agus
creachta; atáid síad uile gabhta a bpoll-
aibh, agus *atáid* a bhfolách a ttighthibh
príosúin: atáid síad na ccreich, agus ní
bhfuil áon dá ttártháil; mar éadáil, agus
ní abaír áon, Aisig.
23 Cía agaibhsi bhéaras éisteachd dó
so? *cía* éistfios, agus chluinfios chum na
haimsire atá ag teacht?
24 Cia do sheachuid Iácob mar éadáil,
agus Israel do na sladmhóirighibh? nach
déarna an TIGHEARNA, an té ar pheacuidh-
eamar na aghaidh? óir níor shiubh-
luigheadar ióna shlighthibh, ní mó do
bhádar úmhal dá dhligheadh.
25 Uimesin do dhóirt sé air ainteas a
fheirge, agus neart an chatha: agus do
chuir sé tré theine é timchioll fa ccuáirt,
acht ní raibh a fhios aige; agus do loisg
sé é, acht níor chuir sé íona chroidhe é.

## CAIB. XLIII.

*Tairrgir ar ghairm na gcineadhach.*

ACHT a nois is marso a deir an TIGH-
EARNA do chruthaidh thusa, a Iácob,
agus an té do chum thú, a Israel, Ná
himeagluigh: óir dfúasguil mé thú, do
ghoir mé *thú* as hainm; *is* liomsa *thú*.
2 A nuáir ghabhus tú thríd na huisgeadh-
uibh, *biáidh* misi ad fhochair; agus thríd
na haibhnibh, ní fhoileochuid síad thú:
a nuáir shíubholas tú thríd an tteine,
ní loisgfighear thú; ní mó dheargfas an
lasair ort.
3 Oír is *misi* an TIGHEARNA do Dhía,
Aon Naomtha Israel do shlánaightheóir:
thug mé an Négipt *ar* thfúascladh, an
Netiópia agus Seba air do shon.
4 O bhí tú mórlúaigh ann mo radharc,
do bhí tú onórach, agus do ghrádhuigh mé
thú: uimesin do bhéara mé daóine ar do
shon, agus pobal ar son hanma.
5 Ná bíodh eagla ort: óir *atáimsi*
maille riot: do bhéara mé do shíol ó
noirthear, agus cruinneocha mé ó níar-
thar thú;
6 Déara mé ris an ttuáisceart, Tabhair
uáit; agus ris an deisceart, Ná connuimh
ar ccúl: tabhair mo mhaca as imchéin,
agus mingheana ó théorannaibh na talmhan.
7 *Eadhon* gach uile dhuine da ngoir-
thear am ainmsi: óir do chruthaigh mé é
ar son mo ghlóire, do chum mé é; fós, do
rínne mé é.
8 ¶ Tabhair amach na daóine dalla
agá bhfuilid súile, agus na bodhair agá
bhfuilid clúasa.
9 Cruinnighthear na huile chineadhacha
a bhfochair a cheile, agus bídís na dáoine
cruinn: cía iona measc sin fhéadas so
dfoillsiughadh, agus thaisbéanas dhúinne
neithe roimhe so? tugaidís amach a
bhfíadhnuiseadha, chor go bhfíorfuighear
íad: nó cluinedís, agus abraidís, *Is*
fírinne *é*.
10 *Is* sibhsi mfíadhnuisesi, a deir an
TIGHEARNA, agus mo sheirbhiseach noch
do thogh mé: chor go naitheontaói agus
go ccreidfidhe mé, agus go ttuigthí gur
misi é: níor cumadh Día ar bith romh-
amsa, ní mó bhías am dhiáigh.
11 *Is* misi, misi *féin*, an TIGHEARNA;
agus táobh amuigh dhiomsa *ní bhfuil* áon
slánaightheoir ann.
12 Dfoíllsigh mé, agus do sháor mé, do
thaisbéin mé, a núair nach *raibh aóindía*
coimhidhtheach eadruibhse: uime sin *is*
sibh mfiadhnuise, a deir an TIGHEARNA,
gur misi Día.
13 Fós, suil do *bhí* an ló ann is misi an
té sin; agus *ní bhfuil* aoinneach fhéadas
sábháil óm láimh: oibreocha mé, agus cía
bhacfas é.
14 ¶ Is marso a deir an TIGHEARNA,
bhur slánaightheóir, Aon Naomhtha Israel;
Is ar bhur sonsa do chuir mé fios don
Bhabilóin, agus thug mé a núas a nuáisle
uile, agus na Caldeánuigh, agá bhfuilid a
ccomhairc annsna longaibh.
15 Is misi an TIGHEARNA bhur Náon
Naomhtha, cruthaightheóir Israel, bhur
Rígh.
16 Is marso a deir an TIGHEARNA,
noch do ní slíghe annsa bhfairge, agus
casán annsna huisgeadhuibh neartmhara;
17 Noch do bheir amach an carbad
agus an teach, an slúagh agus na cumh-
achda; luighfid síad síos le chéile, ní
éireochuid síad: atáid múichte, do mhúch-
adh íad amhuil barrach.
18 ¶ Nach cumhain libh na neithe
roimhe, nach meastaói na neithe a nallúd.
19 Féuch, do dhéana misi ní núadh; a
nois fásfuidh sé amach; nach aitheona
sibhse é? eadhon do dhéana mé slighe

annsa bhfásach, agus aibhne annsa díothramh.

20 Do bhéaruidh beathach an mhachaire onóir dhamh, na dragúin agus na hulchabhcáin: do bhrígh go ttugaim uisge annsa bhfásach, *agus* aibhne annsa díothramh, do thabhairt dighe dom phobal, mo thogha.

21 Do chum mé an pobalso dhamh féin; taisbéanfuid siad amach mo mholadh.

22 ¶ Acht níor ghoir tusa orum, a Iácob; acht do bhí tusa tuirsioch dhíom, a Israel.

23 Ní thug tú chugam áirnéis bheag hofrála loisge; ní mó donóruigh tú mé led íodhbarthaibh. Ní thug mé ort foghnamh le hofráil, agus ní thug mé ort sáothrughadh lé túis.

24 Níor cheannuigh tú giolcah milis damh ar airgiod, ní mó do líon tú mé lé méuthus híobarthach: acht thug tú orum foghnamh maille red pheacadhuibh, thug tú orum sáothrughadh led égceartaibh.

25 Is Misi, Misi *féin* an *té* scriosas amach do sháruighthe ar mo shon féin, agus ní chuimhneochad do pheacuidhe.

26 Cuir misi a ccuimhne: tagram re chéile: foillsigh thusa, a ccruth go mbia tú fírinneach.

27 Do pheacaidh do chéad athair, agus do chiontuigheadar do luchd múinte am aghaidhsi.

28 Uimesin do thruáilligh mé prionnsadha na sanctóra, agus thug mé Iacob don mhallughadh, agus Israel do na scannlachaibh.

## CAIB. XLIV.

*Gealladh ar thioluiethibh spioradalta.* 9 *Agus scrios na niomhaighe neamhtharbhach.*

GIDHEADH cluin a nois, a Iácob mo sheirbhíseach; agus a Israel, noch do thogh mé:

2 Is marso a deir an TIGHEARNA do rinne thú, agus do chum thú as an mbroinn, noch chuideochus leáchd; Ná húamhnuigh, a Iácob, mo sheirbhíseach, agus thusa a Iesúrun, do thogh mé.

3 Oír dóirtfidh mé uisge air an té bhías tartmhar, agus tuilte ar an ttalamh ttirim: dóirtfidh mé mo spiorad air do shíol, agus mo bheannachd air do shliochd:

4 Agus fásfuid síad *amhuil* a measc a nféir, mar shuileógaibh láimh re rith na nuisgeadh.

5 A déara áon, Leis an TTIGHEARNA misi; agus goirfidh duine oile *é féin* a nainm Iácob; agus scríobthuidh duine oile *lé* na láimh don TIGHEARNA, agus sloinnfidh *é féin* lé hainm Israel.

6 Is marso a deir an TIGHEARNA Rígh Israel, agus a fhúascaltóir TIGHEARNA na slógh; Is misi an céad, agus is mé an deighionach; táobh amhuigh dhíom *ní bhfuil* Día ar bith.

7 Agus cía, mar misi, ghoirfeas, agus fhoillseochus é, agus chuirfeas a nordúghadh dhamh é, ó nuáir do órduigh mé na daoine aosda? agus na neithe atá ag teachd, agus thiucfas, taisbeanaidís dhóibhsion íad.

8 Ná hímeagluighidh, agus ná bíodh úamhan oruibh: nach ar innis misi dhuit ó namsin, agus dfoillsigh mé *é?* sibhsi féin mo fhíadhnuighthe. An bhfuil Día táobh amuigh dhíomsa? a seadh, ní *bhfuil* aóin Día; ní haithnidh damh áon.

9 ¶ An drong do ní íomháighe ghreanta *atáid* uile na ndiomháioneas, agus ní thairbheochuid a neithe dúileamhla; agus a síad féin a bhfíadhuin; ní fhaicid síad, agus ní bhfuil a fhios aca; ar chor go mbia náire orra.

10 Cía chum día, nó do leagh íomháigh ghreanta nach tarbhach chum neithe ar bith?

11 Féuch, béid a chompánuigh uile náireach: agus an lucht ceirde, is do dhaóinibh íad: cruinnighthear íad uile a bhfochair a chéile, seasfuid; béid eaglach, *agus* biáidh náire orra a naóinfheachd.

12 An gabha gun a theanchoir oibrigh sé aráon annsa ghúal, agus cumaidh sé é lé hórduibh, agus oibrigh sé é le neart a láimh: fós, bí sé ocrach, agus failligh a neart: ní ibhionn sé uisge, agus bí sé lag.

13 Sínidh an sáor a ríaghail amach; comharthaigh sé amach é leis an dorubha; deasuigh sé é le na locraibh,agus comharthuigh sé amach é leis an ccompás, agus do ní é do réir fhioghrach duine, do reir scéimhe duine; ar chor go mbía annsa tigh.

14 Gearraidh sé síos dó féin seadair, agus beanaidh an síprus agus an dair, noch neartuighios sé dhó féin a measc chrann na foráóise: plannduigh sé fuinnséog, agus oilidh a nfearthuinn *í*.

15 Annsin biáidh sí ag an nduine re a losgadh: óir glacfa dhe sin, agus gorfuidh é féin; féuch, dearguidh sé *é*, agus bacalúidhe sé arán; fós, do ní sé día, agus adhruidh sé; do ní sé íomháigh ghreanta dhe, agus léigidh é féin ar a ghluinibh dhó.

16 Loisgidh sé cuid de annsa teine; le cuid de ithe sé feóil: do ní sé rósta, agus bí sé sáitheach: do ní fós, *é féin* do ghoradh, agus a deir, Aha, atáim goirthe, do chonnairc mé an teine:

17 Agus do ní se día don chuid oile dhe, *eadhon* íomháigh ghreanta: cláonnidh sé síos di, agus adhraidh sé *í*, agus guidhigh sé chuige, agus a deir, Sáor mé, óir *is tú* mo dhía.

ceathairbheannach, *agus* adhaigh na sanctóra; taisbeanadh *an táoin mar* thaisbeanadh *aroile.*

22 *Do bhí* a naltóir mhaide trí cubhaid ar áirde, agus dhá chubhad ar fad; agus *do bhí* a beanna, agus a fad, agus a balladha dadhmad: agus a dubhairt sé riom, Isé so an bórd *atá* a bhfíaghnuise an TIGHEARNA.

23 Agus do bhí dhá dhorus air an tteampall agus air án tsanctóir.

24 Agus do bhí dhá dhuilleóig aig *gach dorus* don dá dhorus, dhá dhuilleoig fillte; dhá *dhúilleóig* dáondorus, agus dhá dhuilleóig don *dorus* oile.

25 Agus *do bhí* déunta orra, air dhoirsibh an teampuill, cherubinigh agus crainn phailme, amhail do rinneadh air an mballa; agus *do bhádar* cláruigh tiugha air aghaidh an phóirse amuigh.

26 Agus *do bhádar* fuinnéoga cumhga agus crainn phailme air án ttaóibhsi agus air an taóibh oile, air thaobhuibh an phóirsi, agus *air* sheomradhuibh taóibh an tighe, agus cláruigh tiugha.

## CAIB. XLII.

*Cumadóireacht shaóitheamhuil an teampuill, ar na crioch nughadh.*

ANNSIN thug sé amach mé gus an ccúirt amuigh, an slighe leath ris an ttuáisceirt: agus thug sé a steach do na seomradhuibh mé do *bhí* thall ás ccoinne na háite ar leith, agus *do bhí* ós coinne an tighe leath ris an leith thuáigh.

2 As coinne fhad chéad cubhad, *do bhí* an dorus a ttuáigh, agas a leithead cáogad cubhad.

3 Thall as coinne na bhfithchiod *chubhad* noch *do bhí* don chúirt a stigh, agus thall as coinne na pábhála do bhí don chúirt amuigh, *do bhí* áit spaisdéorachda ar aghaidh áite spaisdéorachda a ttrí *teughaisibh.*

4 Agus *do bhí* as coinne na seomradhibh áit spaisdeóireachta deich ccubhaid ar leithead táobh a stigh, slighe áon chubhad; agus a ndoirsi leath ris an ttuáisceart.

5 Anois *do budh* giorra na seomradha fiachdair: óir dob áirde na hionaid spaisteóireachda ná iadso, náid na híochtaruigh, agus ná lár an tighe.

6 Óir *do bhádar* a ttrí *stuighrighibh,* acht ní rabhadar piléir aca amhuil pileir na ccúirteann: uimesin do cumhgaidheadh *a nobair* ní is mó ná an tíochtar agus na an meadhon ón ttalamh.

7 Agus do *bhí* cáogad cubhad a bhfad an bhalla do bhí amuigh, thall as coinne na seomradh, leath ris an ccúirt amuigh air aghaidh thosuigh na seomradh.

8 Óir *do bí* fad na seomradha noch do bhí annsa chúirt amuigh cáogad cubhad: agus, féuch, as coinne an teampuill *do bhádar* céad cubhad.

9 Agus faoí na seomradhuibhsi *do bhí* dul a steach don taóibh shoir, mar théid áon chuca ón chúirt amuigh.

10 *Do bhádar* na seomradha a ttiughеadas bhalla na cúirte leath ris a noirthear, thall as coinne na háite ar leith, agus thall as coinne na hoibre.

11 Agus *do bhí* an tslighe as ccoinne a ccosamhlachd thaisbéanta na seomradha noch *do bhí* leath ris an ttuáisceart, ccomfhad ríu, *agus* coimhleathan ríu: agus *do bhí* a nimtheachta amach uile aráon do réir a nimdhéanta, agus do réir a ndoruis.

12 Agus do réir dhoruis na seomradh *do bhí* leath ris an ndeisceart *do bhí* dorus a ccionn na slígheadh, an tslighe go díreach as coinne an bhalla leath ris a noirthear, mar théid aon a steach ionta.

13 ¶ Annsin a dubhairt seision riomsa, Na seomradha budh thuáigh *agus* na seomradha budh dheas, *atá* as coinne na háite ar leith, is seomradha náomhtha íad, mar a níosuid na sagairt thig a ngar don TIGHEARNA na neithe ro náomhtha: annsin cuirfid siad na neithe ro náomhtha, agus a nofráil bídh, agus a nofráil pheacaidh, agus a nofráil sháruighthe; oír *is* náomhtha a náit.

14 An tan rachaid na sagairt ionta a steach, annsin ní rachaid síad amach as *a náit* náomhtha don chúirt amuigh, acht leagfuid a néaduighe annsin iona miniostraluid; óir *atáid* náomtha; agus cuirfidh a néaduighe eile orra, agus tiucfaid a ngar do *na neithibhsi* noch bheanas ris an bpobal.

15 ¶ Anois an tan do chríochnuigh sé tomhas an tighe a stigh, thug sé amach mé léath ris an ngeata *a bhfuil* a radharc leath soir, agus do thomhais fa ccuáirt é.

16 Do thomhais sé an táobh shoir leis an tslat thomhais cúig chéad slat, leis an tslait thomhais timchioll fa ccúairt.

17 Do thomhais sé an taóibh thuáigh cúig chéad slat, leis an tslait thomhais timchioll fa ccúairt.

18 Do thomhais sé an taóibh theas, cúig chéad slat, leis an tslait thomhais.

19 Dfill sé fa ccuáirt gus an ttaóibh shíar, *agus* do thomhais sé cúig chéad slat leis an tslait thomhais.

20 Do thómhais sé é air na ceithre táobhuibh: do bhi balla aige timchioll fa ccuáirt, cúig chead *slat* air fad, agus cúig chéad ar leithead, do dhéanamh dealuighthe eidir an tsanctóir agus a náit neamhnáomhtha.

## CAIB. XLIII.

*Náomhuighidh fiaghnaise lonnracha Dé, a theampull féin gu bráth.*

NA dhiáigh sin thug se chum an gheata mé, an geata fhéuchus leath soir:

2 Agus, féuch, tháinic glóir Dé Israel as an tslighe a noir: agus do bhí a fhuáim amhuil fuáim mhóráin uisceadh: agus do loinnrigh an talamh le na ghlóir.

3 Agus *do bhí* do réir thaisbéanta na fise do chonnairc me, *eadhon* do réir na fise do chonairc mé an tan tháinic mé do scrios na caithreach: agus *bá* cosmhuil na fise ris an bhfis do chonnairc me ag sruth Chebar; agus do thuit mé air magháidh.

4 Agus tháinic glóir an TIGHEARNA don tigh a slighe an gheata *a bhfuil* a radharc don leath shoir.

5 Marsin do thóig an spiorad súas mé, agus thug don chúirt dob fhaide a steach mé; agus, féuch, do líon glóir an TIGHEARNA an tigh.

6 Agus do chúalaidh mé *é* ag labhairt riom amach as an ttigh; agus do sheas an duine láimh riom.

7 ¶ Agus a dubhairt sé riom, A mhic an duine, áit mó chathaóire ríogha, agus áit bhonn mo chos iona náitreocha mé a lár chloinne Israel go bráth, agus mainm náomhtha, ní shaileochuidh tigh Israel ní as mó, *neachtar* dhíobh, nó a righthe le na stríopachus, nó le conablachaibh a ríogh iona náitibh árda.

8 A suíghiughadh a ttairseach ag mo tháirseachaibhsi, agus a bpostadh ag mo phostadhuibhsi, agus an bhalla eadrum féin agus íad, do thruáilliodar cheana mainm náomhtha le na ngráineamhlachdaibh do rinneadar: uimesin do dhíothlaithrigh mé íad ann mfeirg.

9 Anois cuirdís úatha a stríopachus, agus conablacha a ríogh, a bhfad uáim, agus do dhéana mé comhnuighe iona lár go bráth.

10 ¶ A mhic an duine, taisbéin an tigh do thigh Israel, iondus go mbía náire a bpeacadh orra; toimhsidís an sompla.

11 Agus má bhíd náireach fa nuile ní dá ndéarnadar, taisbéin cuma an tighe dhóibh, agus a ghleus, agus a dhul amach, agus a theacht a steach, agus a uile fhoirm, agus a uile órduighthe, agus a uile chuma, agus a uile dhlighthe: agus scriobh iona radharc *é*, chor go ccoimhéadfuid síad a uile fhoirm, agus a órduighthe uile, agus go ndéanuid síad íad.

12 Isé so dligheadh an tighe; Air mhullach an tsléibhe *biáidh* a théoruinn iomlán fa ccuáirt ro náomhtha. Féuch, isé so dligheadh an tíghe.

13 ¶ Agus síad so tomhais na haltóra do réir na ccubhad: *Is* cubhad agus leithiod baise an cubhad; eadhon budh cubhad a íochtar, agus a leithne cubhad, agus budh réise a imeal agá bhrúachaibh timchioll fa ccuáirt: agus *budh* í so cuid is áirde do naltóir.

14 Agus *biáidh* dhá chubhad ó níochtar *ar* an ttalamh go nuige an suighiughadh íochtarach, agus áonchubhad a leithne; agus ón tsuíghiughadh is lúgha gus an tsuíghiughadh is mó ceithre cubhaid, agus a leithne áonchubhad.

15 Marsin *budh* ceithre cubhaid a naltóir; agus ó naltóir agus ós a chionn *biáidh* ceithre beanna.

16 *Biáidh* a naltóir dhá cubhad déag air fad, a dó dhéag ar leithne, ceathairbheannach iona ceithre ceathramhnuibh.

17 Agus *biáidh* an suígheachadh ceithre *cubháid* déag air fad agus a ceathairdéag air leithead ann a choirneuluibh; agus *budh* leath chubhád a hiomiol fa ccuairt; agus *budh* cubhad fa ccuairt a híochtar; agus féuchfuid a staíghreadha leath shoir.

18 ¶ Agus a dubhairt sé riomsa, A mhic an duine, is marso a deir an Tighearna DIA; Isíadso órduighthe na haltóra annsa ló a ndéanuid í, dofrail íodhbhartha loisge uirre, agus do chrothadh fola uirre.

19 Agus do bhéara tú do na sagartaibh na Lebhítigh bhíos do shíol Shadoc, noch thig a ngar dhamhsa, do mhiniostralacht damh, a deir an Tighearna DIA, bulóg óg mar ofráil pheacaidh.

20 Agus glacfuidh tú dá fhuil sin, agus cuirfe tú air a cheithre bheannuibh, agus air cheithre coirnéuluibh an tsuidheachadh, agus air a nimiol timchioll fa ccuáirt: is marso ghlanfas tú agus scagfas tú é.

21 Glacfa tú fós bulóg na hofrála peacaidh, agus loisgfidh tú annsa náit orduighthe é don tigh, táobh amuigh don tsanctóir.

22 Agus air an dara lá ofráilfidh tú meannán do na gabhruibh gan cháidhe mar ofráil pheacaidh; agus glanfuid a naltóir, mar do ghlanadar *í* leis an mbulóig.

23 An tan chríochnuchus tú a glanadh; ofráilfibh tú bulóg óg gan cháidhe, agus reithe as an ttréad gan toibhéim.

24 Agus ofráilfidh tú íad a lathair an TIGHEARNA, agus teilgfid na sagairt salann orra, agus ofrálfuid súas íad *mar* ofrail loisge don TIGHEARNA.

25 Seacht lá ghléasfas tú gach aon lá gabhar *mar* ofráil pheacaidh: gléasfuid síadsan fós bulóg óg, agus reithe as an ttréud, gan cháidhe.

26 Glanfuid síad a naltóir seacht lá

agus fírníamhfuid í; agus beinnochuid íad
féin.
27 Agus an tan chríochnochthar na
láethesi, aseadh bhías air, a nochtmhadh
lá, agus mar sin súas, go ndéanuid na
sagairt bhur nofrála loisge air a naltóir,
agus bhur nofrála síothchána; agus géabha
misi sibhsi, a deir an Tighearna Dia.

## CAIB. XLIV.

*Na daóine, agus an tslighe rachus a steach don náomh-iosdadh.*

ANN sin thug sé mé ar mais a slighe
gheata na s anctora amuigh noch
fhéuchus leath ris an ttaóibh shoir; agus
*do bhí* sé druite.
2 Annsin a dubhairt an Tighearna
riom; Biáidh an geataso druite, ní
hoisceoltar é, agus ní rachuidh duine ar
bith a steach ann; do bhrígh go ndeachuidh
an Tighearna, Día Israel, a steach ann,
uimesin druidfighear é.
3 *Is* don phrionnsa atá *sé;* suidhfidh an
prionnsa ann, dithe aráin as coinne an
Tighearna; rachaidh se a steach a slighe
phóirse an gheatasin, agus rachaidh amach
a slighe cheadna.
4 ¶ Annsin thug sé mé a slighe an
gheata thuáigh as coinne an tighe: agus
damhairc mé, agus, féuch, do líon gloir an
Tighearna tigh an Tighearna: agus do
thuit misi air maghaidh.
5 Agus a dubhairt an Tighearna riom,
A mhic an duine, comharthuigh go maith,
agus féuch led shúilibh, agus cluin led
chlúasaibh a nuile ní a déara misi riot a
ttaobh órduighthe thighe an Tighearna,
agus a dhlighthe uile; agus comharthuigh
go maith dul a steach an tighe, maille re
dul amach na sanctóra.
6 Agus a deara tú ris an ndruing chog-
thuigh, *eadhon* re tigh Israel, Is marso a
deir an Tighearna Dia; O sibhsi a thigh
Israel, go madh lór libh a ndéarnabhair da
bhur nuile ghráineamhlachtaibh,
7 A náit a ttugabhair coimhthighidh,
gan timchillghearradh iona ccroidhe, agus
gan timchillghearradh iona bhfeóil, do
bheith ann mo shanctóirse, dá thruáilleadh,
*eadhon* mo thigh, an tan ofráilthi marán,
an méuthus agus a nfuil, agus do bhrisiodar
mo chunnradh do bhrígh bhur nuile
ghráineamhlachtasa.
8 Agus nár choimhéadabhair cúram mo
neithe náomhtha: acht do chuireabhair
coimhéuduighthe mo chúruim ann mo
shanctóir ar bhur son féin.
9 ¶ Is marso a deir an Tighearna
Dia; Ní rachuidh coimhthigheach ar bith,
neimhthimchillghéarrtha a gcroidhe, nó
neimhthimchillghéartha a bhfeóil, asteach
ann mo shanctóirse, do choimhighthеach
ar bioth dá *bhfuil* a measc chloinne
Israel.
10 Agus na Lebhítigh dimthigh a bhfad
uáim, an tan do chuáidh Israel ar seachran,
noch do chuáidh ar seachran a ndiáigh a
niodhál; iomchoruid síad a néigceart féin.
11 Gidheadh béid síad na seirbhiseach-
uibh ann mo shanctóir, ar *na mbeith* a
ccúram ag geatadhuibh an tighe, agus ag
miniostralacht annsa tigh: muirfid síad a
nofráil loisge agus a níodhbairt don phobal,
agus seasfuid as a ccoinne do mhinios-
trálacht dóibh.
12 Do bhrigh gur mhiniostraladar
dhóibh a bhfíaghnuise a niodhal, agus go
ttugadar air thigh Israel tuitim a neigceart;
uimesin do thóig misi súas mo láimh na
naghaidh, a deir an Tighearna Dia, agus
iomchóruid síad a neigceart.
13 Agus ní thiucfuid síad am gharsa,
do dhéanamh oifige sagairt dhamh, no do
theacht a ngar éinneithe dom neithibh
náomhtha, annsa *náit* ronáomhtha: acht
iomchoruid a náire, agus a ngráineamh-
lachta do rinneadar.
14 Acht do dhéana misi coimhéuduigh-
the cúruim mo thighe dhíobh, chum a uile
sheirbhíse, agus chum a nuile ní dá
ndéantar ann.
15 ¶ Acht tiucfuid na sagairt na
Lebhítibh, mic Shadoc, noch do choimhéad
cúram mo shanctóra an tan do chuádar
clann Israel ar seachrán uaim, am ghar do
mhiniostralachd damh, agus seasfuid am
fhiadhnuise dofráil an mhéuthuis agus na
fola dhamh, a deir an Tighearna Dia:
16 Rachfuid ann mo shanctóir, agus
tiucfuid a naice mo bhuird, do fhriotholamh
dhamh, agus cuimhdeochuid mo chúram.
17 ¶ Agus tiucfuidh a ccrích, an tan
rachfuid a steach a ngeata na cúirte a
stigh, éideochar íad lé héadach lín; agus
ní bhiáidh olann ar bioth orra, an feadh
bhéid ag miniostralacht a ngeatadh na
cúirte is faide a steach, agus táobh a stigh.
18 Biáidh buinéaid lín air a cceannaibh,
agus biáidh brístighe lín aca air a leasrach-
uibh; ní chrioslochuid *íad féin* le héinní
dá ttiubhra allus.
19 Agus an tan rachuid síad amach don
chúirt amuigh, *eadhon* dan chúirt is faide
amach chum an phobail, cuirfid síad díobh
a néaduighe ann ar mhiniostraladar,
agus leagfuid íad annsna seomradhuibh
náomhtha, agus cuirfid éadach oile umpa;
agus ní náomhthochuid síad an pobal le
na néadach.
20 Ní mó bhéarrfuid a ccinn, nó
fhuileonguid a locadha dfás fada; beanfuid
a ngrúag amháin díobh.
21 Ní mó ibhios sagart ar bioth fíon,
an tan rachaid don chúirt is faide a steach.

22 Ní mo ghlacfuid baintreabhthuigh mar mhnáibh, nó an bhean chuirfighear ar siubhal: acht do bhéaruid maighdiona do shíol thighe Israel, nó baintreabhthach agá raibh sagart roimhe.

23 Agus teagóscuid dom phobal an *difir* idir an náomtha agus an neamhnáomhtha, agus do bhéaruid air dhaóinibh eidirdhealughadh idir an ghlan agus an neamhghlan.

24 Agus a nimreasain seasfuid a mbreitheamhnus; *agus* do bhéaruid breath air do réir mo bhreitheamhnuisi: agus coimhéadfuid mo dhligheadh agus mo reachta ann muile chruinnighthibh; agus náomhthochuid mo shaóire.

25 Agus ní thiucfuid a naice chuirp mairbh ar bioth dhá ttruáilleadh féin: acht ar son athar, nó mathar, nó ar son mic, no inghine, ar son dearbhrathar, no deirbhsheathar ag nach raibh fear, is féidir léo íad féin do shalchadh.

26 Agus tar éis a ghlanta, áireomhuidh sé seacht lá dhó féin.

27 Agus annsa ló a rachuidh se a steach san tsanctóir, don chúirt a stigh, do mhiniostralacht annsa tsanctóir, ofráilfidh sé a ofráil pheacaidh, a deir an Tighearna Dia.

28 Agus biáidh sé aca na oighreacht: *is* misi a noighreacht: agus ní thiubharthaoi séalbh ar bhith dhóibh a Nisrael: *is* misi a sealbh.

29 Iosfuid síad a nofráil bhídh, agus a nofráil pheacaidh, agus a nofráil sháruighthe; agus budh léosan a nuile ní iodhbartha a Nisrael.

30 Agus budh leis na sagartaibh, tosach chéad thoruidh a nuile *neithe*, agus a nuile ofráil do nuile *shórt*, dá bhur níodhbarthaibh: do bhéarthaói fós don tsagart tosach bhur ttáos, chor go ttiubhra sé air an mbeannughadh comhnuidhe ann do thigh.

31 Ní íosfuid na sagairt déinní éugfas úadh féin, nó réubtha, mas éun é no beathach.

## CAIB. XLV.

*Roinn mhisdicthe fhearuinn na sanctóra, 6 na caithreach, 7 an phrionnsa; 9 agus reacht na bprionnsa.*

TUILLEAMH oile, an tan roinnfidhe le crannchar an tír mar óighreacht, ofráilfidhe ofráil don Tighearna, roinn náomhtha do nfearann: *budh é* a fhad cúig míle fhithchiod *slat*, agus *budh é* a leithead deich míle. Agus *biáidh* so náomhtha iona uile theorannuibh timchioll fa ccuáirt.

2 Biáidh dhe so cúig chéad *ar fad* arson na sanctóra, maille re cúig chéad *ar leithiod*, ceathramhnach timchioll fa ccuairt; agus cáogad cubhad timchioll fa ccuáirt a ccuimínibh.

3 Agus don tomhas so toimheosuidh tú fad chúig míle fhithchiod, agus deich míle ar leithead: agus annsin bhías an tsanctóir *agus a náit* ro náomhtha.

4 Biáidh *cuid* náomhtha a nfearuinn aig na sagartaibh seirbhísigh na sanctóra, noch thiucfas a ngar do mhiniostralacht don Tighearna: agus biáidh na háit agá ttighthibh, agus na háit náomhtha don tsanctóir.

5 Agus *fós* na cúig mhíle fhithchiod ar fad, agus na deich mile ar leithiod, biáid ag na Lebhítibh, seirbhísigh an tighe dhóibh féin, mar sheilbh do fhithchid seomra.

6 ¶ Agus óirdeocha sibh seilbh na caithreach cuig míle ar leithiod, agus cúig míle fhithchiod ar fad, thall as coinne ofrála an *phoirsiúin* náomhtha: biáidh sé ag tigh Israel uile.

7 ¶ Agus *biáidh poirsiún* ag an bprionnsa air áontaóibh agus air an ttaóibh oile dofráil an *phoirsiúin* náomhtha, agus do sheilbh na caithreach, as coinne ofrála an *phorsiúin* náomhtha, agus as coinne sheilbh na caithreach, ó náird shíar leath shíar, agus ón ttaóibh shoir leath soir: agus *biáidh* an fad thall as coinne aóin do na poirsiunuibh, ó nimiol shíar gus a nimiol shoir.

8 Annsa bhfearann bhías a sealbh a Nisrael: agus ní sháireochuid mo phrionnsadha ní sa mhó mo dhaóine; agus do bhéaruid an *chuid oile* don dúthaigh do thigh Israel do réir a ttreabh.

9 ¶ Is marso a deir an Tighearna Dia; Go madh lór libh, a phrionnsadha Israel: áthruighidh *uáibh* foireigion agus millteachus, agus déanuidh breitheamhnus agus ceart, agus beiridh libh bhur bhfóirneart óm phobal, a deir an Tighearna Dia.

10 Biáidh aguibh meadha comhthroma, agus ephah comhthrom, agus bát comhthrom.

11 Biáidh an téphah agus an bát daóinmhiosúr, chor go ccoinneochadh an bát an deachmhadh cuid do homer, agus an téphah an deachmhadh cuid do homer: biáidh a miosúr sin do réir an homer.

12 Agus *budh* fithche gerah an secel: budh fithche secel, cúig secel fithchiod, agus cúig secel déag, bhur maneh.

13 Isi so a nofráil ofráilfidhe; an seiseadh cuid do ephah do homer chruithneachda, agus bhearthaói an seiseadh cuid do ephah do homer éorna:

14 A ttáobh órduighthe na hola, an bát ola, *ofráilfidhe* an deachmhadh cuid do bhát ón chor, *noch is* homer dheich mbát; óir is deich mbát an homer:

15 Agus áon úan as an ttréud, as dhá chéad, as innbhior mhéuth Israel; mar ofráil bhídh, agus ofráil loisge, agus mar ofráil shíothchána, do dhéanamh athcháirdís dhóibh, a deir an Tighearna Dia.

16 Do bhéaruid uile dhaóine na tíre a nofráil ar son an phrionnsa a Nísrael.

17 Agus budh é cuid an phrionnsa ofrála loisge, agus ofrála bídh, agus ofrála dighe, *do thabhairt* úatha annsna féustuibh, agus annsna reéibh núadha, agus annsna sabbóidibh, ann uile shollamantachd thighe Israel: gléusfuidh seision a nofráil pheacaidh, agus a nofráil bhídh, agus a nofráil loisge, agus na hofrála síothchána, do dhéanamh athcháirdis do thigh Israel.

18 Is marso a deir an Tighearna Dia; Annsa chéidmhí, annsa chéadlá don mhí, glacfa tú bulóg óg gan cháidhe, agus glanfuidh tú an tsanctóir:

19 Agus glacfuidh an sagart dfuil na hofrála peacaidh, agus cuirfidh air phostadhuibh an tighé *í*, agus ar cheithre coirnéaluibh shuidhighe na haltóra, agus air phostadhuibh gheata na cúirte is faide a steach.

20 Agus is marsin do dhéana tú an seachtmhadh *lá* don mhí ar son gach aonduine dá cciontuighionn, agus ar son *té bhíos* simplighe: marsin siothchánfuidhe an tigh.

21 Annsa chéidmhí, annsa cheathramhadh lá déag don mhi, biáidh an cháisg aguibh, féusta sheacht lá; arán gan loibhm íostar.

22 Agus annsa ló sin gléusfuidh an prionnsa dhó féin agus duile phobal na tire bulóg *mar* ofráil pheacaidh.

23 Agus seacht lá do nféusta uillmheocha sé ofráil loisge an Tighearna, seacht mbulóga agus seacht reithe gan cháidhe go láetheamhuil na seacht lá; agus meannán do na gabhruibh go láetheamhuil *mar* ofráil pheacaidh.

24 Agus gléusfa se ofráil bídh eadhon éphah do gach bulóig, agus éphah don reithe, agus hin ola don éphah.

25 Annsa seachtmhadh *mí*, annsa chúigeadh la déag don mhí, do dhéana sé a leithéid sin a bhféasta na seacht lá, do réir na hofrála peacaidh, do réir na hofrála loisge, agus do réir na hofrála bídh, agus do réir na hola.

## CAIB. XLVI.

*Náomh-reachd an teampuill, arson an phrionnsa,* 9 *agus an phobaill.*

IS marso a deir an Tighearna Dia; Druidfighear geata na cúirte is faide a steach fhéuchus leath shoir na sé lá oibre; achd oisceoltar é annsa tsabbóid, agus a ló na rae nuáidhe biaidh se oscuilte.

2 Agus rachaidh an prionnsa a steach a slighe phóirse an gheata táobh amuigh, agus seasfuidh sé ag posta an gheata, agus uillmheochuidh an sagart a ofráil loisge agus a ofráil shíodhchána, agus do dhéana sé adhra ag tairsigh an gheata: annsin racha sé amach; acht ní druidfighear an geata go nóin.

3 Mar an ccéadna adhoruid muinntir na tíre go dorus an gheata so a bhfíaghnuise an Tighearna annsna sábbóidibh agus annsna raeibh núadh.

4 Agus *budh í* ofráil loisge ofrálas an prionnsa don Tighearna a ló na sábbóide sé huáin gan cháidhe, agus reithe gan toibheim.

5 Agus *budh* ephah a nofráil bídh do reithe, agus a nofráil bídh do na húanuibh mar is féidir leis do thabhairt úadh, agus hin ola leis an ephah,

6 Agus a ló na gealuidhe nuáidhe bulóg óg gan toibhéim, agus sé huáin, agus reithe: béid síad gan cháidhe.

7 Agus uillmheocha sé ofráil bídh, ephah do gach bulóig, agus ephah do gach reithe, agus do na húanaibh amhuil roitheachus a láimh chuige, agus hin ola leis an ephah.

8 Agus an tan rachus an prionnsa a steach, rachaidh sé a steach a slighe phóirse an gheata, agus rachaidh sé amach iona shlighesion.

9 ¶ Acht a nuáir thiucfuid muinntir na tíre a láthair an Tighearna annsna féustuibh sollamanta, an té rachus a steach san tslighe thuáigh san gheata dadhradh rachaidh sé amach a slighe an gheata theas; agus an té rachus a steach a slighe an gheata theas rachuidh sé amach a slighe an gheata thuáigh: ni fhillfe sé a slighe an gheata a ttáinic sé a steach, acht rachaidh sé amach annsa gheata as a choinne.

10 Agus an prionnsa iona meadhon, a nuáir rachuid síad a steach, rachuidh seision a steach; agus an tan rachuid síad amach, rachuidh seision amach.

11 Agus annsna féustuibh agus annsna sollamontaibh budh ephah a nofráil bídh leis an mbulóig, agus ephah leis an reithe, agus do na húanibh mar is feidir ris thábhairt, agus hin ola leis an ephah.

12 Anois an tan uillmheochus an prionnsa ofráil loisge thoileamhuil nó ofráil shíothchána go toileamhuil don Tighearna, oisceoluidh *áon* annsin dó an geata fhéuchus don leath shoir, agus gléasfa sé a ofráil loisge agus a ofrála síothchána, amhuil do rinne sé a ló na sábbóide: annsin imeochuidh sé roimhe; agus tar éis a dhula amach druidfidh *duine* an geata.

13 Gléusfuidh tú go láetheamhuil

ofráil loisce don Tighearna dúan don chéidbhliadhuin gan cháidhe: gléusfa tú é gach aonmhaidin.

14 Agus gléusfa tú ofráil bhídh dó gach aonmhaidin, an seiseadh cuid do ephah, agus an treas cuid do hin ola, do chumasc leis an bplur mín; ofráil bhídh a comhnuidhe maille re hórdughadh síorruidhe don Tighearna.

15 Marso ghléusfuid síad an túan, agus a nofráil bhídh, agus a nola, gach áonmhaidin *mar* ofráil gnáthuidh loisge.

16 ¶ Is marso a deir an Tighearna Dia; *Má* bheir an prionnsa bronnadh ar bith dáon da mhacaibh, biáidh a oighreácht sin agá mhacaibh; *budh é* sin a sealbh ré hoighreacht.

17 Acht má bheir sé tiodhlacadh dáon da sheirbhíseachaibh dhá oighreacht, annsin budh leis é go bliadhuin na saóirse; na dhiáighsin fillfidh se chum an phrionnsa: achd biáidh a oighreacht da mhacaibh dhóibh féin.

18 Tuilleamh oile ní bheanfa an prionnsa cuid doighreacht na ndaóine dhíobh re héigion, da ndibirt amach as a seilbh; *acht* do bhéara sé oighreacht dá mhacaibh as a sheilbh féin: ionnus nach díothsgaoiltear mo phobal gach áonduine as a sheilbh féin.

19 ¶ Na dhiáigh sin thug se thríd an dul a steach mé, noch *do bhí* aig taóibh an gheata, go seomradhuibh náomhtha na sagart, noch dféuch leath thuáigh: agus, féuch, do *bhí* áit annsin air an da thaóibh leath shíar.

20 Annsin a dubhairt seision riomsa, Sí so a náit a mbruithfid na sagairt ofráil an tsáruighthe agus a nofráil pheacaidh, iona mbácalfuid a nofráil bídh; iondus nach béuruid síad amach *íad* san chúirt táoibh amuigh, do náomhadh an phobail.

21 Annsin thug sé amach mé don chúirt dob fhaide amach, agus thug sé orum gabháil lámh re ceithre corruibh na cúirte, agus, féuch, *do bhí* cúirt ann gach coirnéal don chúirt.

22 *Do bhádar* cúirte a cceithre coirnéuluibh na cúirte ceangailte dhi do cheathrachad *cubhad* ar fad agus tríochad ar leithead: *do bhádar* na ceithre coirnéilse daoinmhiosúr.

23 Agus *do bhí* cóursa *dóbair* timchioll fá ccuáirt ionta, timchioll fa ccuáirt an cheathrairsin, agus do rinneadh *é* go náitibh bruithe faoi na peirsighibh timchioll fa ccuáirt.

24 Annsin a dubhairt sé riom, Isíad so áite na druinge bhruithios, mar a mbruithfid seirbhísigh an tighe íodhbuirt an phobail.

## CAIB. XLVII.

*Na huisgeadha, agus ranna na tíre, ag ciallughadh fairsinge ghrása De, fa ntiomna núaidh.*

NA dhiáighsin thug sé a rís mé go dorus an tighe; agus, féuch, thangadar uisceadha amach ó faói tháirsigh an tighe leath soir: óir do *sheas* éadan tosuigh an tighe leath soir, agus thangadar na huisceadha núas ó tháobh deas an tighe, don *taóibh* ó dheas do naltóir.

2 Annsin thug sé me as slighe an gheata budh thuáidh, agus rug sé leis mé annsa tslighe amuigh gus an ngeata amuigh annsa tslighe fhéuchus leath soir; agus, féuch, do riothadar uisgeadha air an ttaóibh deas amach.

3 Agus an tan do chuáidh an té agá raibh an dorubha iona láimh amach leath soir, do thomhais sé míle cubhad, agus thug sé misi thríd na huisgeadhuibh; *da bhádar* na huisgeadha go nuige na mugharláin damh.

4 A rís do thomhais sé míle cubhad; agus thug sé misi thríd na huisgeadhuibh; *do bhádar* na huisgeadha gus na glúinibh. A rís do thomhais sé míle, agus thug sé misi thríd; *do bhádar* na huisgeadha gus na leasrachaibh.

5 Na dhiáighsin do thomhais sé míle; agus *do bhí* na shruth nach ar fhéud mé dul thairis; óir déirgheadar na huisgeadha, uisgeadha do shnámh ionta, abhuinn nár bhféidir dul thairse.

6 ¶ Agus a dubhairt sé riom, A mhic an duine, an bhfaca tú *so?* Annsin rug sé leis mé, agus thug sé orum filleadh go brúach na habhann.

7 Anois an tan dfill mé, féuch, *do bhádar* ro mhórán crann air bhrúach na habhann air an ttaóibhsi agus air an ttaóibh oile.

8 Annsin a dubhairt seision riomsa, Silid na huisgeadha so amach leith ris an ttír shoir, agus téid síos annsa díothramh, agus téid gus an bhfairge: *air na* ttabhairt amach chum na fairge, léigheostar na huisgeadha.

9 Agus tiucfuidh a ccrích, go mairfidh gach aoinní beó, dá ccorruighionn, giodh bé ar biodh táobh a riothuid na huisgeadha: agus biáidh iomad romhór éisg ionta, do bhrígh go ttiucfuid na huisgeadha annsin: óir béid slán; agus mairfidh gach uile ní mar a ttiucfa an sruth.

10 Agus tiucfa a ccrích, *go* seasfuid na híascairidhe air ó En-gedi go Ien-eglaim; béid na *náit* leathnuighthe líon amach; béid a néisg do réir a ccinéil, amhuil éisc na fairge móire, ro iomadamhuil.

11 Acht ní leigheostar a áite lábáin

sin agus a áite uisgeamhla; do bhéarthar
do dhéanamh shalainn íad.
12 Agus fásfuidh láimh ris a nabhuinn
air a brúach, air an táoibhsi agus air an
taoibh oile, a nuile chrann chum bídh,
nach ccríonfa a dhuille, nó nach ccaith-
fighear a thoradh: do bhéara amach
toradh núadh do réir a mhíos, do bhrígh
gur gheiniodar a nuisgeadha amach ón
tsanctóir: agus biáidh a thoradh mar
bhíadh, agus a dhuille chum leighis.
13 ¶ Is marso a deir an Tighearna
Dia; Búdh *í* so an teóra, lé ngéabhthaoi
oighreacht na tíre do réir dha threabh
dhéag Israel: *do gheabha* Ióseph *dha*
chuid ranna.
14 Agus gheabhthaóise a oighreacht,
áon comhmaith ré chéile: noch ar thóg
misi mo lámh súas *da tháobh* dá thabhairt
da bhur naithribhse: agus tuitfidh an
fearann oruibh mar oighreacht.
15 Agus *budh í* so teóra a nfearuinn
leath ris an ttáobh thuáigh, ón bhfairge
móir, a slighe Hetlon, mar théid daoine
go Sédad;
16 Hamat, Berotah, Sibraim, noch *atá*
idir théoruinn Damascus agus téora
Hamat; Hasar-hatticon, noch *atá* láimh
ré cósta Habhran.
17 Agus budh í an téora ón bhfairge
Hasar-enan, téora Dhamascus, agus an
tuáisceart budh thuáigh, agus téora Hamat.
Agus *isí so* an taoibh ó thuáigh.
18 Agus toimheostáoi an táobh shoir ó
Habhrann, ó Dhamascus, agus ó Ghílead,
agus ó thír Israel laimh ré Iordan, ón
tteóruinn gus an bhfairge shoir. Agus
*isí so* an taóibh soir.
19 Agus an taóibh ó dheas budh dheas,
ó Thamar go huisgeadhuibh na ceann-
airge a Ccades, an sruth gus an bhfairge
mhóir. Agus *isí so* an táobh ó dheas budh
dheas.
20 An táobh shíar mar an ccéadna
*budh í* a nfairge mhór ón ttéoruinn, nó go
ttí duine a nall as coinne Hamat. *Isí* so
an táobh shíar.
21 Marsin roinnfidhe an fearann so
dhibh féin do réir threabh Israel.
22 ¶ Agus ttiucfa a ccrích, *go* roinn-
fidhe é le crannchair mar oighreacht dibh
féin, agus do na coimhightheachaibh bhíos
ar ccuáirt bhur measc, noch dá mbéarthar
clann ann bhur measg: agus béid daóibhsi
mar dhaóinibh bhearthar annsa tír a
measg chloinne Israel; do gheabhuid
síad óighreachd aguibh a measg threabh
Israel.
23 Agus tiucfuigh a ccrích, gidh bé
tréabh iona ccomhnneochuidh an coimh-
thigheach, guroh annsin do bhéarthaoi
oighreachd *dó*, a deir an Tighearna Dia.

## CAIB. XLVIII.

*Cuid ronna gach dhuine ar leith, don talamh naómhthasa.*

ANOIS *isiad so* anmanna na ttreabh.
On chionn thuáigh go cósda shlighe
Hetlon, mar théid duine go Hamat,
Hasar-enan, téora Dhamascus don leath
thuáigh, go cósda Hamat; (óir is íad so
a tháobha soir agus síar;) *cuid ronna* do
Dhan.
2 Agus láimh ré téoruinn Dan, ón
taóibh shoir eadhon go nuige an taoibh
shíar, *cuid ronna do* Aser.
3 Agus láimh ré téoruinn Aser, ón
taoibh shoir, eadhon go nuige an taoibh
shíar, *cuid ronna do* Naphtali.
4 Agus láimh ré téoruinn Naphtali, ón
táoibh shoir gus an dtaóibh shíar, *cuid
ronna do* Mhanasseh.
5 Agus láimh ré téoruinn Mhanasseh,
ón taóibh shoir gus an taóibh shíar, *cuid
ronna do* Ephraim.
6 Agus láimh ré téoruinn Ephraim, ón
táoibh shoir gus an taóibh shíar, *cuid
ronna do* Reuben.
7 Agus láimh ré téoruinn Reuben, ón
taóibh shoir gus an taóibh shíar, *cuid
ronna do* Iúdah.
8 ¶ Agus laimh ré téoruinn Iúdah, ón
taóibh shoir gus an ttaóibh shíar, do budh
í sin a nofráil noch ofráilfidhe don chúig
mhíle fhithchiod *slat ar* leithead, agus *air*
fad amhuil cuid do na codchaibh *oile*, ón
taóibh shoir gus an ttaóibh shíar: agus
biáidh an tsanctóir iona lár.
9 *Biáidh* a nofráil do bhéarthaoi don
Tighearna cúig míle fhithchiod ar fad,
agus deich mile ar leithiod.
10 Agus is dóibhsin, *eadhon* do na
sagartaibh, bhías a nofráil naomhthaso;
don leith thuáigh cúig míle fhithchiod *ar
fad*, agus don leith shiar deich míle ar
leithiod, agus don leith shoir deich míle air
leithiod, agus don leith theas cúig míle
fhithchiod ar fad: águs biáidh sanctóir an
Tighearna iona lár sin.
11 *Budh leis* na sagartaibh é atá
náomhtha do mhacaibh Sádoc; noch do
choimhéad mórduighthesi, nach deachuidh
ar seachrán an tan do chúadar clann Israel
ar seachrán, mar do chúadar na Lebhítigh
ar seachrán.
12 Agus budh ní ro náomhtha dhoibh-
sion ofráil a nfearuinnsi do bhéarthar
amach láimh ré téoruinn na Lebhiteach.
13 Agus *biáidh* ag na Lebhítibh thall as
coinne na sagart cúig míle fhithchiod air
fad, agus a leithiod deich míle: *budh* cuig
mile agus fithche an faide eile, agus a
leithiod deich mile.
14 Agus ní reacfuid síad é, agus ní

mhalartfuid, ní mó bhéuruid úatha féin primidil a nfearuinn: óir *atá* sé náomhtha don TIGHEARNA.

15 ¶ Agus biaidh na cúig mhíle, do fágbhadh annsa leithead thall as coinne na ccúig míle fhithchiod, na *áit* neamhtha don chathruigh, chum áitreibhthe, agus mar chuimínibh: agus biáidh an chathair iona lár.

16 Agus *budh* íadso a ttomhais sin; an taóibh thuáigh ceithre mhíle agus cúig chéad, agus don taóibh theas ceithre mhíle agus cúig chéad, agus don taóibh shoir ceithre mhíle agus cúig chéad, agus don taóibh shíar ceithre mhíle agus cúig chéad.

17 Agus biáidh cuimínidhe na caithreach don leith thuáigh dha chéad agus cáogad, agus leath ris an táobh theas dha chéad agus cáogad, agus leath ris a noirthear dhá chéad agus cáogad, agus don leath shíar dha chéad agus cáogad.

18 Agus an chuid oile ar leithne thall as coinne ofrála na *ronna* náomhtha *biáidh* deich míle don leith shoir, agus deich míle don leith shíar: agus biáidh sé thall as coinne ofrála na *coda* náomhtha; agus biáidh a bhiseach sin mar bheatha don druing fhritheolas don chathruigh.

19 Agus an mhéid fritheolas don chathruigh foigheonuid di as uile threabhuibh Israel.

20 *Budh* cúig mhíle fhithchiod a nofráil uile le cúig mhíle fhithchiod: ofráilfidhe a nofráil náomhtha ceathairbheannach, maille ré sheilbh na caithreach.

21 ¶ Agus *biáidh* an fhuighioll ag an bprionnsa, air áontaóibh agus air an taóibh oile do nofráil náomhtha, agus do sheilbh na caithreach thall, as coinne na cúig míle fhithchiod do nofráil leath ris an ttéoruinn shoir, agus leath shíar thall as coinne na cúig mile fhithchiod leath ris an ttéoruinn shíar, thall as coinne chuid ronna an phríonnsa: agus budh í sin a nofráil náomhtha; agus *biáidh* sanctóir an tighe iona lár sin.

22 Tuilleamh oile budh leis an bprionnsa ó sheilbh na Lebhíteach, agus ó sheilbh na caithreach, *ar mbeith* a lár an *neithe* is leis an bprionnsa, idir théoruinn Iúdah agus théoruinn Bheniamin.

23 ¶ Ar son na coda oile do na treabhuibh, ón taóibh shoir gus an taóibhshíar *biáidh roinn* ag Beniamin.

24 Agus ag téoruinn Bheniamin, ón taóibh shoir gus an taóibh shíar, do *gheabhuidh* Simeon *roinn*.

25 Agus ag téoruinn Shímeon, ón taóibh shoir gus an taóibh shíar, *do* Isachar *roinn*.

26 Agus ag teóruinn Isachar, ón taóibh shoir gus an taóibh shíar, do Sebulun *cuid ronna*.

27 Agus ag téoruinn Shebulun, ón taóibh shoir gus an taóibh shíar, *cuid ronna* ag Gad.

28 Agus ag téoruinn Ghad, don taóibh theas leath ris an deisceart, biáidh an téora eadhon ó Thamar *gus* na srothaibh imreasuin *ann* Cades, *agus* gus a nabhuinn leath ris an bhfairge mhóir.

29 Isé so an fearann roinnfidhesi lé crannchar do threabhuibh Israel mar oighreachd, agus *siad* so na ronna, a deir an Tighearna DIA.

30 ¶ Agus síad so dula amach na caithreach don taóibh thuáigh, ceithre mhíle, agus cúig chéad miosúr.

31 Agus *biáidh* geatadha na caithreach do réir anmann threabh Israel, trí gheata thuáigh; aoin gheata do Reuben, aoingheata do Iúdah, aoingheata do Lebhi.

32 Agus don taóibh shoir ceithre mhíle agus cúig chéad: agus trí gheata; agus áoingheata do Ióseph, áoingheata do Bheniamin, áoingheata do Dhan.

33 Agus don taoibh theas ceithre mhíle agus cúig chéad miosúr: agus trí gheata; áoingheata do Shimeon, áoingheata do Isachar, aóingheata do Shebulun.

34 Don taóibh shíar ceithre mhíle agus cúig chéad, *maille* ré na ttrí gheatuibh; áoingheata do Ghad, aóingheata do Aser, aóingheata do Naphtali.

35 Do *bhí sé* timchioll fa ccuáirt ocht míle dhéag *miosúr:* agus *budh é* áinm na caithreach ón ló sin, *Ata* an TIGHEARNA annsin.

---

# Leabhar DANIEL.

## CAIB. I.

*Oileamhan phrionnsamhla Dhaniel a Mhabílón.*

ANN sa treas bliadhain do rioghacht Iehoiacim rígh Iúdah tháinic Nebuchadnessar rígh na Babilóine go Hierusalem, agus do chuir campa iona timchioll.

2 Agus thug an Tighearna Iehoiacim rígh Iúdah iona láimh, maille le cuid do shoithighibh thighe Dé: noch rug sé go tír Shinár go tigh a dhé féin; agus

rug sé na soighthighe go tigh ionnmhuis
a dhé.
3 Agus do labhair an rígh re Aspenas
maighistir a chailteánach, chor go ttugadh sé
leis *cuid* do chlainn Israel, agus do shliochd
an rígh, agus do na prionnsadhuibh;
4 Clann ann nach *raibh* aineamh ar
bioth, acht íad sgíamhach, agus glic ann sa
nuile eagna, agus géarchúiseach san nuile
éolus, agus ealadhuin thuigsionuigh, agus
drong agá *raibh* cumas ionta chum seasta
a bpálás an rígh, agus da múinfedís fogh-
luim agus teanga na Ccaldeánach.
5 Agus dórduigh an rígh dhóibh beatha
láetheamhuil do bhiadh an rígh, agus do
nfíon dar ibh sé: mar sin *agá* noileamhuin
trí blíadhna, go madh féidir leó a ccionn
na haimsire sin seasamh a lathair an rígh.
6 Anois do bhí iona measg so do
chloinn Iúdah, Daniel, Hananiah, Misael,
agus Asariah:
7 Dá ttug prionnsa na ccailteánach
anmanna: óir thug sé ar Dhániel Bel-
tesassar; agus air Hananiah, Sadrach;
agus air Mhisael, Mesach; agus air Asa-
ríah, Abednego.
8 ¶ Acht do thríall Dániel iona chroidhe
nach saileochadh sé é féin lé cuid bídh an
rígh, nó leis an bhfíon do ibheadh sé:
uimesin díarr sé ar phrionnsa na ccailtean-
ach nach salchadh sé é féin.
9 Anois thug Día Dániel a bhfábhar
agus a ngrádh dhúthrachdach phrionnsa
na ccailteanach.
10 Agus a dubhairt prionnsá na
ccailteanach ré Dániel, Is eagal liom an
tighearna mo rígh, noch dórduigh bhur
mbíadh agus bhur ndeoch: óir cred as a
bhfaicfeadh sé bhur naighthesi ní sa measa
a ccruth ná an chlann noch *atá* dá bhur
sórt? annsin cuirfighe *misi* a nguáis mo
chinn ag an rígh.
11 Annsin a dubhairt Dániel re Melsar,
noch do chuir prionnsa na ccailteanach ós
cionn Dhániel, Hananiah, Misael, agus
Asariah,
12 Dearbh do sheirbhisigh, íarruim
dathchuinge ort, ar feadh dheich lá; agus
tugaidís doibh piseanach re ithe, agus uisge
ré ól.
13 Annsin féuchthar air ar ngnúisibh
dot lathairsi, agus ar ghnúisibh na cloinne
ithios do chuid ronna bídh an rígh: agus
amhuil do chífios tú, déana re do sheirbh-
íseachaibh.
14 Marsin dáontuigh sé ris annsa
chuissi, agus do indearbh sé íad ar feadh
dheich lá.
15 Agus a ccionn dheich lá do chonncas
a ngnúise ní is breághdha agus ní is reimhe
a bhféoil ná an chlann uile noch a duáigh
do chuid ronna bídh an rígh.
16 Marso do rug Melsar leis cuid ronna
a mbídh, agus a nfíon do ibhedís; agus
thug se piseanach dhóibh.
17 ¶ Ar son an cheathrair leanabh so,
thug Día éolus agus gliocus dóibh annsa
nuile fhóghluim agus eagna: agus do bhí
tuigsi ag Dániel annsna huile fiosibh agus
aislingibh.
18 Anois a ccionn na láetheadh a
ndubhairt an rígh go ttiubhradh sé a steach
íad, annsin thug prionnsa na ccailteanach a
steach íad a lathair Nebuchadnessar.
19 Agus do combráidh an rígh ríu;
agus níor fríth áon iona measg uile cosmhuil
ré Dániel, Hananiah, Misael, agus re Ha-
sariah: uimesin do sheasadar a lathair an
rígh.
20 Agus fuáir an rígh íad ní budh fearr
deich nuáire náid na draóithe *agus* na
hastroluighthe úile *da raibh* ann a rioghachd-
aibh uile, annsna huile chúisibh eagna
*agus* tuicsiona, dar fhíafruigh sé dhíobh.
21 Agus dó chomhnuidh Dániel gus
an chéidbhliadhuin do rioghachd an rígh
Círus.

CAIB. II.

*Aisling Nebuchadnessar um na cceithrear monarcadhaibh, ar na ccur ar ccúl leis an cúigeadh.*

AGUS annsa dara bhlíadhain do riogh-
achd Nebuchadnessar do chonnairc
Nebuchadnessar aislingthe, ler buáidhreadh
a spiorad, agus dimthigh a chodladh uádh.
2 Ann sin dfúagir an rígh na draóithe
do ghairm, agus na hastroluighthe, agus na
fáistinigh, agus na Caldeánuigh, chum a
aislingeadh do thaisbeanadh don rígh.
Annsin thangadar agus do sheasadar a
bfíaghnuisi an rígh.
3 Agus a dubhairt an rígh ríu, Do
chonnairc mé aisling, agus do bhí mo
spíorad buáidheartha dfagháil feasa na
haislinge.
4 Annsin do labhair na Caldeánuigh ris
an rígh a Síriac, A rígh, mair go bráth:
innis dot sheirbhíseachuibh a naisling, agus
foillseochaimne an chiall duit.
5 Do fhreagair an rígh, agus a dubhairt
sé ris na Caldeánachaibh, Dimthigh an ní
uáimsi: muna ttugthaóise fios na haislinge
dhamhsa, maille re na chéill, gearrfuighear
a bpíosuibh síbh, agus do dhéantar cárn
aóiligh dá bhur ttighthibh.
6 Acht má thaisbeantaói a naisling, agus
a cíall, do gheabhthaói bronta uáimsi agus
luaigheachda agus onóir mhór: uimesin
foillsighidh a naisling dhamh, agus a chiall.
7 Do fhreagradar a rís agus a dubhradar,
Inniseadh an rígh da sheirbhíseachaibh a
naisling, agus taisbeanfuim a chiall dó.
8 Do fhreagair an rígh agus a dubhairt,

Atá a fhios agam go deimhin go mbéara
sibh a naimsir libh, do bhrígh go bhfaicthi
go ndeachaidh an ní uáimsi.
9 Acht muna ttugthaói fios na haislinge
dhamhsa, *ní bhfuil acht* aoinbhreath a
mháin oruibh: óir dullmuigheabhair bréaga
agus bríathra salcha da labhairt dom
lathairsi, no go náthruightear a naimsir:
uimesin innisidh dhamhsa a naisling, agus
aitheonuidh mé gur féidir libh a chiall do
thaisbeanadh dhamh.
10 ¶ Do fhreagradar na Caldeánuigh a
lathair an rígh, agus a dubhradar, Ní
bhfuil duine air an ttalamh fhéadas cúis
an rígh dfoillsiughadh: uimesin ní bhfuil
rígh, no tighearna, ná úachtarán, íarrus a
leithéid sin do ní ar dhraói, nó air astro-
luighe, nó ar Chaldeánach.
11 Agus *is* ní annamh íarrus an rígh,
agus ní bhfuil áon ar bioth oile fhéadas a
fhoillsiughadh a lathair an rígh, acht na
deé, noch nach déan a ccomhnuidhe a bhfeóil.
12 Ar son na cúisisi do bhí an rígh
teargach agus ro fhíochmhar, agus dfúagair
sé *daoine* críonna na Babilóine uile do
scrios.
13 Agus do chuáidh a náithne amach
go muirfidhe na *daóine* críonna; agus
dhíarradar Dániel agus a chompanuigh ré
a marbhadh.
14 ¶ Annsin do fhreagair Dániel maille
ré comhairle agus re heágna do Arioch
caiptín an rígh ghárda an rígh, noch do
chuáidh amach do mharbhadh *dhaóine*
glioca na Babilóine.
15 Do fhreagair sé agus a dubhairt re
Arioch caiptín an rígh, Cred fa *bhfuil* an
fúagra coimhdheithniosachsin ón rígh?
Annsin dfoillsigh Arioch an chúis do
Dhániel.
16 Agus do chuáidh Dániel a steach,
agus diarr air an rígh aimsir do thabhairt
dó féin, agus go ninneosadh sé don rígh
ciall na *haislingthe.*
17 Annsin do chuáidh Dániel dha thigh,
agus dinnis an ní do Hananiah, Misael,
agus Asariah, a chompánuigh:
18 Go niarradaois grása ar Dhía neimhe
a ttáobh na secréidesi; chor nach báiseoch-
aidh Dániel, nó a chompánuigh maille ris
an ccuid oile do *dhaóinibh* glioca na
Babilóine.
19 Annsin do foillsigheadh an tseicréid
do Dhániel a bhfís oidhche. Annsin do
bheannuigh Dániel Día neimhe.
20 Do fhreagair Dániel agus a dubhairt,
Go madh beannuighthe bhías ainm Dé go
sáoghal na sáoghal: óir is aige atá eagna
agus cumhachd:
21 Agus áthruighidh sé na haimseara
agus na huáine: áthruighidh sé ríghthe,
agus cuiridh sé ríghthe súas: do bheir sé
eagna do na *daóinibh* glioca, agus eólus
don mhéid aithnighios tuigsi:
22 Foillsighidh sé na neithe doimhne
agus seicréideacha: *atá* fios an ní bhíos
san dorchadus aige, agus comhnuighidh an
solus iona fhochair.
23 Buidheachus uáim dhuit, agus moluim
thú, a Dhé maithreadh, noch thug eagna
agus cumhachda dhamh, agus dfoillsigh
dhamh anois an ní díarramar ort: óir
*anois* dfoillsigh tú dhúinn cúis an rígh.
24 ¶ Uimesin do chuáidh Dániel a
steach a ccionn Arioch, noch dórduigh an
rígh chum *daóine* glioca na Babilóine do
scrios: do chuáidh sé agus a dubhairt ris
marso; Ná marbh *daóine* glioca ná Babi-
lóine: beir misi a steach a lathair an
rígh, agus foillseocha mé don rígh an
chíall.
25 Annsin rug Arioch Dániel a bhfíagh-
nuise an rígh maille ré deithnios, agus a
dúbhairt ris marso, Fuáir mé duine do
bhraighdibh Iúdah, inneosas don rígh an
chíall.
26 Do fhreagair an rígh agus a dubhairt
ré Dániel, dar bhainm Beltesassar,
An bhféadann tusa a naisling noch do
chónnairc mé, agus a cíall dfoillsiughadh
dhamhsa?
27 Do fhreagair Dániel a bhfíaghnuise
an rígh, agus a dubhairt, An tseicréid noch
dfíafruigh an rígh ní fhéaduid na draóithe,
na *daóine* glioca, na hastroluighthe, agus
na fáisdinigh, a hinnisin don rígh;
28 Acht atá Día ar neamh fhoillsigheas
secréide, agus do bheir a fhios do Nebu-
chadnessar an rígh cred bhías annsna
láethibh deighionacha. Isíad so haislingthe,
agus fise do chinn air do leabuidh;
29 Ar do shonsa, a rígh, thangadar do
smuaintighthe ann *hinntinn* air do leabuidh,
cred do thiucfadh a ccrích na dhiaighso:
agus an té fhoillsighios na secréide do
thaisbéin sé dhuitsi cred thiucfas ann.
30 Acht ar mo shonsa, ní dhamhsa do
foillsigheadh an tseicréidsi ar son gliocuis
ar bith dá raibh ionnam ní is mó ná
áonduine béo, acht air *son* na druinge
fhoillseochus an chíall don rígh, agus chor
go mbía fios smuáineadh do chroidhe féin
agadsa.
31 ¶ Do chonnairc tusa, a rígh, agus
feach íomhaigh mhóir. Do sheas a
níomháigh mhórso, noch ar bhoirdheirc a
dealradh, as do choinne; agus *dob*
imeaglach a dealbh.
32 *Do budh* dór fhíre ceann na híomh-
áighe, a hucht agus a ruighthe dairgiod, a
bolg agus a leasracha do phrás,
33 A cosa díarann, a troighthe cuid na
níarann agus cuid na ccríaidh.
34 Dféuch tú nó gur gearradh cloch

amach gan lámha, noch ler buáileadh a níomháigh air a cosaibh do *bhí* díarann agus do chriáidh, agus do bhris na mblodhuibh íad.

35 Annsin do briseadh an tíarann, an chré, an prás, an tairgiod, agus an tór, na ccodchuibh a naóimfheachd, agus do rínneadh dhoíbh amhuil cáith urláir bhuáilte san samhradh; agus rug an gháoth lé íad, go nach fríth áit ar bioth dhóibh: agus do rinneadh slíabh mór don chloich do bhuáil a níomháigh, agus do líon sé an talamh uile.

36 Así so a naisling; agus inneosam a cíall a lathair an rígh.

37 Thusa, a rígh, *atair* ad rígh ós ríoghuibh: óir thug Día neimhe dhuit rioghacht, cumhacht, agus neart, agus glóir.

38 Agus giodh bé áit a naitrighid clann na ndaóine, beathuigh na talmhan agus éunláith neimhe thug sé ad láimhsi íad, agus do rinne sé úachdarán díot os a ccionn uile. *Is* tú an ceann óirsi.

39 Agus ad dhiaighsi éireochuidh ríoghachd oile is lugha na thusa, agus an treas rioghachd oile do phrás, noch bhéarus úachdaranachd ós cionn na talmhan uile.

40 Agus biáidh an ceathramhadh rioghacht láidir amhuil íarann: óir brisidh an tíarann agus claóidhidh a nuile ní: agus amhuil bhrisios an tíarann íad so uile, brisfidh fós agus brúidhfidh é.

41 Agus amhuil do chonnairc tú na cosa agus na méir, cuid do chriáidh an photadóra, agus cuid díarann, roinnfighior an rioghachd; achd biáidh inte do neart a níaruinn, an tionad iona bhfaca tú an tíarann camaisce lé criáidh shuáite.

42 Agus *mar do bhádar* méir na ccos cuid díarann, agus cuid do chriáidh, *marsin* bhías an rioghachd biáidh cuid dhi láidir, agus cuid briste.

43 Agus an tionad a bhfaca tú an tíarann cumaiscthe lé criaidh láibe, cumaiscfid síad íad féin lé sliochd daóine: nach greamachuidh aon díobh dhá chéile, amhuil nach greamochuidh íarann cumaisce lé criáidh.

44 Agus a láethibh na ríogh so cuirfidh Día neimhe rioghachd súas, nach scriosfuighear go bráth: agus ní fúigfighear an rioghachd ag daóinibh oile, *achd* brisfidh sí iona codchuibh agus díbeoruidh na rioghachda uile, agus seasfuidh sí go brath.

45 An tionad a bhfaca tú gur gearradh cloch as a tslíabh amach gan lámha, agus gur bhris sí an tiarann amblodhuibh, an prás, an chré, an tairgiod, agus an tór; do rad an Día mór a fhios don rígh cred thiucfas a ccrích na dhiaighso: agus *atá* a naisling dearbhtha, agus a cíall daingion.

46 ¶ Annsin do thuit an rígh Nebuchadnessar air a aghaibh, agus dumhluigh sé do Dhániel, agus daithin sé go nofralaidís íodhbairt, agus boladh cumhra dó.

47 Do fhregair an rígh do Dhániel, agus a dubhairt, *Is* dearbh, gur Día na ndée bhur Ndíasa, agus Tighearna ar ríoghuibh, agus foillsitheach secréideadh, ó dfeud tusa an tseicréidse dfoillsiughadh.

48 Annsin do rinne an rígh duine mór do Dhániel, agus thug sé iomad tiodhlaiceadh dhó, agus do rinne sé úachdarán de ós cionn uile phrobhinnse na Babilóine, agus úachdarán ós cionn uile *dhaóine* glioca na Babilóine.

49 Annsin díarr Daniel air an rígh, agus do chuir sé Sadrach, Mesach, agus Abednego, ós cionn ghnothuigheadh phroibhinnse na Bábilóine: acht do *shuigh* Dániel a ngeata an rígh.

## CAIB. III.

*An tríur ógánnach, geíllfeadh do ndealbh órdha, ar na saóradh as úamhuidh thrénloisgeach thein-bhéulach na Babilóine.*

DO rinne Nebuchadnessar an rígh íomháigh óir, iona *raibh* trí fitchid cubhad ar áirde inte, *agus* sé cubhaid ar leithead, agus do chuir sé súas í a réiteach Dúra, a bproibhinnse na Babilóine.

2 Annsin do chuir Nebuchadnessar an rígh cruinniughadh a bhfochair a chéile air na prionnsadhuibh, air na húachdaránuibh, air na caiptínibh, air na breitheamhnuibh, air na treisineribh, air na comhairleachuibh, air na siorraim, agus luchd ríaghluidh na bprobhinnseadh uile, teachd chum cóisreactha na híomháighe noch do chuir Nebuchadnessar an rígh súas.

3 Annsin do cruinnigheadh a bhfochair a chéile, na prionnsadha, na huáchdaráin, na caiptínigh, na breitheamhuin, na treisinere, na comhairligh, na siorraim, agus uile ríaghlóirighe na bprobhinnseadh, chum coisreactha na híomháighe, do chuir Nebuchadnessar an rígh súas; agus do sheasadar as coinne na híomháighe do chuir Nebuchadnessar súas.

4 Annsin dfúagair an bollsaire go hárd, Do haithnigheadh dhíbhsi, A dhaóine, a thíortha, agus a theangtha,

5 Gidh bé ar bioth uáir do cluinfidhe an buábhall dá shéideadh, an flúit, an chláirseach, sacbut, psaltair, dulcimer, agus a nuile shórt ceóil, go nuimhleochthaói síos agus go nadharthaói a níomháigh órdha do chuir Nebuchadnessar an rígh súas:

6 Agus gidh bé nach léigfe é féin síos agus adhradh tteilgfighear a nuáirsin féin é a lár fhúirneise lasamhla.

7 Uimesin an tan, do chúaluidh an pobal uile fuáim an bhuabhuill, na

hór, agus ré clochuibh búadha, agus ré péurluighibh!

17 Cionnas do cuireadh fá neamhní chomhmór sin do shaidhbhrios ré headh éunuáire. Agus seasfuidh gách maighisdir luinge, agus gach duine shéolas a longuibh, agus na máirnéuluigh, agus an mhéid do gheibh sochar na fairrge, a bhfad uáithe,

18 Agus béid ag éighmhe an tan chífid deatach na teineadh ré a loisgfightear í, ag rádh, Cía *an chathair bá* cosmhail ris an gcathair mhóirse!

19 Agus teilgfid luáithreadh ar a gceannuibh, agus béid ag éighmhe, ag gul agus ag caói, ag rádh, As trúagh, trúagh an chathair mhór, ré ndearnadh saidhbhir an mhéid agá rabhadar longa ar fairrge do bhrígh a saidhbhriosa sin! óir do fasuigheadh í a néunuáir.

20 O a fhlaitheamhnuis, bíodh gairdearchas ort dá táobh, agus *oruibhse* a apsdala agus a fháidhe náomhtha; óir do riune Día dioghaltus uirrthe ar bhur sonsa.

21 Agus do thóg aingeal néartmhar áirighe cloch suás mar chloich mhóir mhuilinn, agus do theilg *í* sa bhfairrge, ag rádh, Is mar so teilgfidhthear an Bhabilón an chathair mhór síos ré foirrneart, agus ní bhiáidh air fagháil ní sa mhó.

22 Agus ní cluinfighthear ionnad ní sa mhó fuáim chláirséoradh, ná luchd ciúil, ná phíobaireadh, ná thrompóireadh; agus ní bhiáidh éinfhear ceirde déincheird air bith air fagháil ionnad ní sa mhó, agus ní cluinfighthear ionnad ní sa mhó fuáim chloichthe muilinn;

23 Agus ní shoillséochuigh solas coinnle ní sa mhó ionnad; agus ní cluinfighthear gúth fir ná mná nuádhphósda ní sa mhó ionnad: óir bá híad do cheannuighthe daóine móra na talmhan; agus is réd phiséoguibh do mealladh na huile chineadhacha.

24 Agus is innte fríth fuil na bhfaidheadh, agus na náomh, agus na nuile *dhaóineadh* do marbhadh ar an dtalamh.

## CAIB. XIX.

*Caithreim ainglidhe arson cheirte Dé, a ndíoghla fola a náomh ar a luchd sáruighthe.*

AGUS a ndiáigh na neítheannsa dó chúala mé gúth árd buidhne móire ar neamh, ag rádh, Alleluía; Slánughadh, agus glóir, agus onóir, agus cúmhachda, don Tíghearna ar Ndíane:

2 Oír is fírinneach cómhthrom a bhreathasan: óir do dhamnuigh sé an meirrdreach mhór, do thruáill an talamh ré na sdríopachas, agus do dhíoghail se fuil a shearbhfhoghantuigheadh *do dóirteadh* ar á láimh.

3 Agus a dubhradar an dara huáir, Alleluía. Agus do éiridh a deatach súas go sáoghal na sáoghal.

4 Agus do léigeadar an cearthar ar fhichíd seanóir, agus na ceithre beathuigh íad féin síos agus tugadar onóir do Dhía do bhí na shuídhe sa gcathaóir, ag radh, Amén; Alleluía.

5 Agus táinic gúth amách ón gcathaóir, ag rádh, Moluidh ar Ndía, a uile shearbhfhoghantuigheadha, agus a luchd air a bhfuil a fhaitcheas, eidir bheag agus mhór.

6 Agus do chúala mé amhuil gúth budhne móire, agus amhuil fuáim uisgeadh iomdha, agus amhuil fuáim tóirrnidh aintréin, ag rádh, Alleluía: óir a sé an Tíghearna Día uilechúmhachdach as Rí ann.

7 Bíodh gáirdeachas agus lúathgháir oruinne, agus tugam glóir dhósan: óir táinic pósadh a Nuáin, agus do ullmhuigh a bhean í féin.

8 Agus tugadh dhi í féin do éudughadh do línéudach toghtha, glan deallruigheach: óir a sé is línéudach toghtha ann fíréuntachd na náomh.

9 A dubhairt sé riom an tan sin, Scríobh, Is beannúighe an dream fuáir cuireadh shuipéir bhainnse a Nuáin. Agus a dubhairt riom, A síad so briathra fírinneach Dé.

10 Agus do thuit mé síos agá chosuibh chum a onóruighthe. Achd a dubhairt sé riom, Coimhéid nach *déuna tú sin*: as coimhshearbhfhoghantuighe dhuit mé, agus dod dhearbhráithribh agá bhfuil fíadhnuise Iósa aca: tabhair onóir do Dhía: óir a sí fíadhnuise Iósa spiorad na fáidheadóireachda.

11 Agus do chonnairc mé neamh osguilte, agus féuch each bán; agus a sé dob ainm don tí do bhí na shuidhe air Díleas agus Fírinneach, agus is do réir cheirt do ní breitheamhnus agus cogadh.

12 Agus *bá* cosmhail a shúile ré lasair theineadh, agus *do bhádar* mórán coróineach ar a cheann; *agus* do bhí ainm sgríobhtha aige, nár baithne daóineach achd dó féin.

13 Agus é ar na éudughadh déudach do thomadh a bhfuil: agus a sé ainm ghoirthear dhe Bríathar De.

14 Agus do leanadar slóigh neimhe é air éachuibh bána, ar na néudughadh do líneudach toghtha, gléigheal glan.

15 Agus tháinic cloidheamh géur dhá fháobhar amach as a bhéul, chum na gcineadhach do bhúaladh ris: agus do dhéunuidh sé a ríaghlughadh ré slait

íaruinn: agus a se shaltras fá na chosaibh úmar fíona cúthuigh fheirge Dé Uile-chumhachduigh.

16 Agus do bhí ainm sgríobhtha aige air a éudach agus air a shlíasaid, RI NA RIGHTHEADH, AGUS TIGHEARNA NA DTIGHEARNADH.

17 Agus do chonnairc mé aingeal áirighe na sheasamh sa ngréin; noch do éigh do ghúth árd, ag rádh ris na huile éunlaith do bhí ag eitealluigh a lár neimhe, Tigidh agus cruinnighthear sibh chum suipéir an Dé mhóir;

18 Chum féola ríghtheadh díthe dhíbh, agus féola árdchaiptíneadh, agus féola dhaóineadh cúmhachdach, agus féola each, agus an mharcshluáigh bhías orrtha, agus féola na nuile, *eidir* sháor agus dáor, eidir bheag agus mhór.

19 Agus do chonnairc mé an tainmhidhe, agus righthe na talmhan, agus a slóigh, ar na gcruinniughadh a bhfochair a chéile chum coguidh dhéunamh ris an tí do bhí ar muin a neich, agus ré na shlúagh.

20 Agus do gabhadh an tainmhidhe, agus na fáidh fállsa maille ris noch do rinne míorbhuileadh na fhíadhnuise, léur mheall sé an dream do ghabh comhartha a nainmhidhe chuca, agus tug onóir dhá iomháigh. Agus do teilgeadh íad ar áon beó a loch teineadh ar dearglasadh lé ruibh.

21 Agus do marbhadh an chuid eile ré cloidheamh an tí do bhí air muin a neich, tháinic amach as a bhéul: agus do sásadh na huile éunlaith ré na bhfeóil.

## CAIB. XX.

*Sonas séunmhar na heagluise fhírinnigh ar an ttalamh, re aimsir fhada, tar éis sgrios na níodhal.*

AGUS do chonnairc mé aingeal ag teachd a núas ó neamh, agá raibh éochar an phuill dubhaigein, agus slabhradh mór ann a láimh.

2 Agus rug sé ar an drágún, an sean-athair nimhe, noch is Díabhal agus is Satán ann, agus do cheanguil sé é míle blíadhain,

3 Agus do theilg é sa bpoll dubhaigéin, agus do dhún, agus do chuir sé séula air, ionnus nach meallfadh sé na cineadhacha ní sa mhó, go ccoimhlionfuidh an míle blíadhan: agus na dhiáigh sin is éigean a sgaóileadh feadh aimsire aithghearra.

4 Agus do chonnairc mé cáthaóir-eacha, agus do shuigheadar *dream* ionnta, agus do tugadh breitheamhnus dóibh: agus *do chonnairc mé* anmanna na druinge do dícheannadh ar son fhiadhnuise Iosa, agus ar son bhreithre Dé, agus nach dtug onóir don nainmhidhe, ná dhá iomháigh, agus nár ghabh a chomhartha chuca a gcláruibh a néudan, ná na láimh; agus mairfid agus béid na ríoghuibh a bhfochair Chríosd míle blíadhuin.

5 Agus an chuid eile do na marbhuidh ní búdh béo íad a rís go criochnughadh an mhíle blíadhan. A sí só an chéud eiséirghe.

6 *Is* beannuighe agus is náomhtha an tí agá bhfuil cuid aige sa gcéud eiséirghe: óir ni bhfuil cúmhachda ag an dara bás orrtha so, achd béid síad na sagartuibh do Dhía agus do Chríosd, agus béid na ríogh-uibh na fhochairsean míle blíadhuin.

7 Agus an tan chríochnóchar an míle blíadhan, sgaóilfighthear Satán as a phríosún,

8 Agus racha sé amach do mhealladh na gcineadhach noch atá a gceithre chorr-uibh na talmhan, Gog agus Magog, chum a gcnúsuigh a gceann a chéile chum catha; agá *bhfuil* a nuibhir amhuil ghain-eamh na fairrge.

9 Agus do chúadar súas ar leithead na talmhan, agus do thimchiolladar campa na náomh, agus an chaithair ionmhuin: agus táinic teine a núas ó neamh ó Dhía, agus do shluig sí íad.

10 Agus do teilgeadh an díabhal do mheall íad a loch teineadh agus ruibhe, mar a *bhfuil* an beathach agus an fáidh fallsa, agus béid síad dá bpíanadh do ló agus doidhche go sáoghal na sáoghal.

11 Agus do chonnairc mé cathaóir mhór gheal, agus neach áirighe na shuidhe innte, agár theith talamh agus neamh roimhe; agus ní fríth a náit.

12 Agus do chonnairc mé na mairbh, eidír bheag agus mhór, na seasamh a bhfíadhnuise Dé; agus do hosgladh na leabhair: agus do hosgladh leabhar eile, eadhon *leabhar* na beatha: agus rugadh breath ar na mharbhaibh as na neithibh do bhí sgríobhtha sna leabhruibh, do réir a ngníomharthadh.

13 Agus tug an fhairrge uáithe na mairbh do bhí innte; agus tug an bás agus ifearn úatha na mairbh do bhí aca: agus rugadh breath orrtha fó leíth do réir a ngníomharthadh.

14 Agus do teilgeadh an bás agus ifearn a loch teineadh. A sé so an dara bás.

15 Agus gidh bé nar frith sgríobhtha a leabhar na beatha do teilgeadh é sa loch teineadh.

## CAIB. XXI.

*Neamh núadh agus talamh núadh arson na bfirein.*

AGUS do chonnairc mé neamh núadh agus talamh núadh: óir do chúaidh

an céidneamh agus an céud thalamh thoruinn; agus ní raibh fairrge ann ní sa mhó.

2 Agus do chonnairc misi Eóin an chathair náomhtha, Ierusalem núadh, ag teachd o Dhía a núas ó neamh, ar na hullmhughadh amhuil ghléusas bean núadhphósda í féin fá chomhair a fir.

3 Agus do chúala mé gúth mór ó neamh ag rádh, Féuch, tabernacuil Dé ag daóinibh, agus do dhéunuidh seision comhnuidhe na bhfhochair, agus béid síadsan na bpubal aige, agus biáidh Día féin na bhfochairsion, *agus budh he* a Ndía.

4 Agus glanfuidh Día gach uile dhéor ó na súilibh; agus ní bhiáidh bás ann ní sa mhó, ná caói, ná éighmhe, agus ní bhiáidh sáothar ann ní sá mhó: óir do chúadar na cèidneithe thoruinn.

5 Agus a dubhairt an tí do bhí na shuidhe sa gcathaóir, Féuch, do ním na huile neithe núadh. Agus a dubhairt sé ríom, Sgríobh: óir is fírinneach díleas na bríathrasa.

6 Agus a dubhairt sê riom, Atá sé déunta. As mise Alpha agus Oméga, an tosach agus an deireadh. Do bhéura mé don tí ar a bhfuil tart *ní ré ibhe* do thobar uisge na beatha a naisgidh.

7 An tí bheireas buáidh budh hoighre é ar na huile neithibh; agus biáidh mise um Dhía aige, agus biáidh seision na mhac agumsa.

8 Achd do gheabhuid na daóine meata, agus díchreidmheacha, agus gráineamhla, agus luchd dúnmharbhtha, agus adhaltrannuis, agus na bpiséog, agus a niodhaladhruigh, agus a nuile bhréugaire, a gcuid sa loch atá ar dearglasadh do theine agus do ruibh: noch is dara bás ann.

9 Agus táinic neach do na seachd nainglibh chugum agá rabhadar na seachd soithighe líonta do na seachd bplághuibh deigheanacha, agus do labhair sé riom, ag rádh, Gabh a leith, taisbéunfadsa dhuit an bhean núadhphósda, bean a Nuáin.

10 Agus rug sé leis mé trés an sbioruid chum sléibhe móir áird, agus do thaisbéin sé dhamh an chathair mhór, Ierusalém náomhtha, ag teachd ó Dhía a núas as neamh,

11 Agá raibh glóir Dé: agus bá cosmhail an lonnradh do bhí innte ré chloich Iaspis, comhghlan ré Criosdal;

12 Agus do bhí balla mór árd aice, ar a rabhadar dha gheata dhéug, agus dhá aingeal déug ag na geataidhibh, agus anmanna sgríobhtha orrtha, eadhon *anmanna* dhá thréabh dhéug chloinne Isráel.

13 *Do bhádar* trí gheata don táobh shoir; trí gheata don táobh thuáigh; trí gheata don táobh theas; agus trí gheata don táobh shíar.

14 Agus do bhádar dhá fhoundameint déug ag balla na caithreach, agus iontasan anmanna dhá absdail déug a Nuáin.

15 Agus do bhí ag an tí do labhair riom giolcach órrgha, chum na caithreach agus a geatuigheadh, agus a balla do thomhas dó.

16 Agus do bhí an chathair ar na suighiughadh go ceathair uilleannach, agus dob ionann fad agus leithead di: agus do thomhais sé an chathair ris an ngiolcach, dhá mhíle dhéug sdáid. Agus is ionann fad agus leithead agus áirde dhi.

17 Agus do thomhais sé a bálla, céud *agus* ceathair air dhá fhichead chúbhad, *do réir* mhíosuir dhuine, eadhon, a naingil.

18 Agus is ré *cloich* Iaspis do tógbhadh súas a balla: agus *bá* hór glan an chathair féin, cosmhail ré gloine fíorghlan.

19 Agus *do bhádar* fonndameintíghe bhalla na caithreach ar na ndéunamh deaghmhaiseach ris a nuile gné chloch úasal. *Bá* Iaspis an céud fhundameint: Saphir, an dara *fonndameint*; Chalcédoin, an treas *fonndameint*; Smaragaid, an ceáthramhadh *fonndameint*;

20 Sardónics, an cuigeadh *fonndamient*; Sardinis, an seiseadh *fonndameint*; Chriosolit, an seachdmhadh *fonndameint*; Berill, an tochdmhadh *fonndameint*; Topáis, an náomhadh *fonndameint*; Chrisophrasuis, an deachmhadh *fonndameint*; Iácint, an táonughadh *fonndameint* déug; Ametist an dara *fonndameint* déug.

21 Agus *do bhádar* an dá gheata dhéug na ndá bpéurla dhéug; agus is déinphéurla *do rinneadh* gach geata dhíobh fó leith: agus *do bhí* sráid na caithreach na hór ghlan, amhuil gloine dheallruigheach.

22 Agus ní fhácuidh mé teampoll innte: óir a sé an Tíghearna Día Uilechumhachdach agus an Túan as teampoll di.

23 Agus ní riachdanach air an ccathruighse grían, ná gealach dó shoillsiughadh innte: óir do shoillsigh glóir Dé í, agus a sé an Túan *is* solas di.

24 Agus siubhalfuidh na cineadhacha díobh ata slan ann a solais sin: agus béuruid ríghthe na talmhan a nglóir agus a nonóir chuice.

25 Agus ní dúnfuighthear a geatuidhe do ló: óir ní bhiáidh oidhche ann sin.

26 Agus béurthár glóir agus onóir na gcineadhach da hionnsuighe.

27 Agus ni racha a steach innte ní ar bíth neamhghlan, ná do ní gráineamhlachd, ná bréug: achd amháin an dream atá sgríobhtha a leabhar bheatha a Nuáin.

## CAIB. XXII.

*Foillsiughadh pharrtháis neamhdha; 9 gan adhradh daingiol ar bith; agus comhdhúnadh an leabhair.*

AGUS do thaisbéin sé dhamh srúth
glan duisge na beatha, coimhdheall-
ruigheach ré criosdal, ag teachd amach ó
chathaóir Dé agus a Nuáin.
2 *Agus* a lár na shráide, agus ar gach
táobh don tsrúth, *do bhí* crann na beatha,
do bheireadh dhá thóradh dhéug úadh,
agus do bheireadh a thóradh úadh gacha
míos: agus *do fhoghain* duille an
chroinnsin chum leighis na gcineadhach.
3 Agus ní bhiáidh mallughadh ar bith
ann ní sa mhó: achd biáidh cathaóir Dé
agus a Nuáin innte; agus do dhéunuidh
a shearbhfhoghantuigheadha seirbhís dó:
4 Agus do chífid síad a aghuidh; agus
*biáidh* a ainm á gcláruibh a néudan.
5 Agus ní bhiáidh óidhche ann sin;
agus ní bhfuil uireasbhuidh lóchruinn, ná
solais gréine orrtha; óir do bheir an Tígh-
earna Día solas dóibh: agus béid síad
na ríoghuibh go sáoghal na sáoghal.
6 Agus a dubhairt sé riom, *Is* díleas
fírinneach na bríathrasa: agus do chuir
an Tíghearna Día na bhfáidheadh náomh-
tha a aingeal úadh dfoillsiughadh dhá
shearbhfhoghantuighibh féin na neithe is
éigean do dhéunamh go haithghearr.
7 Féuch, tigim go lúath: *is* beannuighe
an tí choimhéudus bríathra fáidheadoir-
eachda an leabhairse.
8 Agus mise Eóin an tí do chonnairc,
agus do chúaluidh na neithese. Agus an
tan do chúala agus do chonnairc *iad*, do
thuit mé síos chum sléuchdana do dhéun-
amh a bhfiadhnuise chos a naingil do
fhoillsigh na neithese dhamh.
9 Achd a dubhairt sé riom, Seachuin
thú ar *sin do dhéunamh*: óir is coimh-
shearbhfhoghantuighe dhuit mé, agus dod
dhearbhráithribh ná fáidhibh, agus don
druing choimhéudas bríathra an leabhairse:
déun sléuchduin do Dhía.
10 A dubhairt se riom an tan sin, Ná
séuluidh bríathra fáidheadóireachda an
leabhairse: óir atá a naimsir a lathair.
11 An tí do ní éugcóir, déunadh eugcóir
do ghnáth: agus an tí atá neamhghlan,
bíodh neamhghlan do ghnáth: agus bíodh
an fíréun, fíréunta do ghnáth: agus bíodh
an náomh, naomhtha do ghnáth.
12 Agus, féuch, is gearr go dtiucfa mé;
agus mo lúach sáothair agum, chum a
thabhartha dá gach áon do réir mar bhías
a ghníomh.
13 As misi Alpha agus Oméga, an
tosach agus an deireadh, an chéidneach
agus an neach deigheanach.
14 *As* beannuighe an dream choimh-
éudas a aitheanta, ionnus go mbíadh
cumas chrainn na beatha aca, agus cumas
dul a steach trés na geataidhibh don
chathruigh.
15 Oír don táobh amuígh *béid* na
madruigh, agus luchd na bpiseóg, agus a
nadhaltrannuis, agus an dúnmharbhtha,
agus a niodhaladhruigh, agus gach neach
ghrádhuigheas agus do ní an bhréug.
16 Do chuir mise Iósa maingeal uáim
chum fíadhnuise do dhéunamh dhíbhse ar
na neithibhse sna heagluiseachuibh. Is
mise fréumh agus slióchd Dháibhi, réult
dheallruigheach na maidne.
17 Agus a deir an Sbiorad agus an
bhean núadhphosda, Tárr. Agus abradh
an tí chluin, Tárr. Agus tagadh an tí ar
a bhfuil tart. Agus an tí ler ab áill,
glacadh sé uisge na beatha a naisgidh.
18 Oír do ním dfiadhnuise dá gach áon
dá gcluin bríathra faidheadóireachda an
leabhairse, Dá gcuiridh éinneach tuilleadh
ríu so, go gcuirfe Día airsean na plágha
atá sgriobhtha sa leabharsa:
19 Agus dá mbeanuidh éinneach do
bhríathruibh leabhair na fáidheadóir-
eachdsa, beanfuidh Día a chuidsion as
leabhar na beatha, agus as a gcathair
náomhtha, agus as na neithibh atá
sgríobhtha sa leabharsa.
20 A deir an tí do ní fíadhnuise na
neitheannsa, Go deimhin is gearr go
dtiucfa mé; Amén. Uime sin, tarr, a
Thíghearna Iósa.
21 Grása ar Dtíghearna Iósa Críosd
maille ribh uile. Amén.

FOIRCHEANN.

# FOCLOIR,

ANN A EHFUIL

## EIDIRMHINIUGHADH NA BHFOCAL DOTHUIGSEANACH.

### A.

ABHAC, *neach fírbheag, a dwarf.*
Abhlan, *bairín, a cake.*
Abhlor, *an apish scorner.*
Abuidh, *ullamh, deas.*
Acfuineach, *sufficient.*
Adhbhal, *great.*
Adhmad, *timber.*
Aidhnios, *agradh, a pleading.*
Aigeantach, *stout hearted.*
Aill, *a rock.*
Don Aill, *go dían, tapuidh, do lathaír, suddenly, quickly, with a downfal.*
Aimrid, *díosg, seasc.*
Ainicthe, *glanadh, fúasgladh.*
Ainléog, *seabhac oidhche, a swallow.*
Ainmheas, *pomp.*
Aireach, *críonna, fúrachar.*
Airghe, *a herd, a drove.*
Airigh, *observe.*
Airm, *artillery, instruments of war.*
Airneis, *monaidh no machrach, ionann sin agus eallach, spré, oírnes tíghe, úghaim, earrodh, no treathlamh an tighe.*
Aiséudach, *grave-clothes.*
Aítheantas, *éolus, tathuighe, acquaintance.*
Aithisigh, *imdhearg, reprove.*
Aithnidh, *known.*
Aithris, *a report.*
Aitreóir, *aitreabhthach, fear baile.*
A naice, *near.*
Anaithnidh, *dofhaisneise, unspeakable.*
Ancaithteach, *prodigal, wasting.*
Anro, *tossing, persecution.*
Aódhaire, *búachaill.*
Aónta, *consent.*
Aós déunta, *sáoir, masons, builders.*
Ar, *slaughter.*
Arguin, *a rifling, consuming*; also, *an an argument.*
Armáil, *airmthígh, an armory.*
Armara, *a reproof.*
Armhach, *field of slaughter.*
Arrachda, *neartmhar, cródha, beódha, arda, cúrata.*
Arsáidh, *foirfe, sean, áosda.*
Athargadh, *ochdmhacadh, adoption.*
Athghlan, *scag, refine, purge, strain.*
Athmhaoltas, *díbhfheirge, cúthach, búile.*
Athmhuintearras, *réiteach.*

### B.

Bacús, *úamhain.*
Badhbh, *fíach garbh, préachán ingneach.*
Bainchleamhna, *mathair a mhná.*
Bairrín, *a mitre.*
Balluigh é, *stain it.*
Bán, *fás, waste.*
Ban-drúidhe, *a sorceress.*
Ar Banughadh, *líthiughadh.*
Baóis, *buile, cúthach, mire, anbuirbe, lasan.*
Baramhail, *an opinion.*
Barr, *críoch, corr.*
Bean fogus gaoil, *banchara, beanchinidh.*
Beangan, *a branch.*
Beinn, *a high top, a pinnacle.*
Beithir, *a bear.*
Bíodarnach, *chirping.*
Biread, *a hat.*
Biseach, *tarbha.*
Bitheamhnach, *a thief.*
Bladar, *flattery.*
Bláith, *mín, smooth.*
Bogaidh, *máothaigh, bréugaidh, persuade.*
Bog-chróidheach, *sochróidheach.*
Boigtheith, *bainne blá, lukewarm.*
Bollsaire, *a herald, a publisher.*
Bonnsach, *a dart, javelin.*
Borb, *discir, fuileach, fierce, cruel.*
Brácadh, *clíath, a harrow.*
Breacuigh, *gearr, greann, carve.*
Briongloíd, *aisling, brúadar.*
Bríosgghlórach, *babbling.*
Briotach, *liodach.*
Brodh, *sal, ball, rinn, cáidhe, an atom.*
Bromach, *searrach, a foal.*
Bronn, *déonuigh, áontuigh, tabhair.*
Bronntanas, *tabhartus, tiodhlacadh.*
Brosdadh, *to stir up.*
Bruáigh, *slígreach, greamanna, sherds.*
Brúghadh, *sarughadh, eígniughadh.*
Bruid, *bráighdeanas, daóirse.*

Bruinne, *fine.*
Búabhal, *the cornet.*
Búaidh, *báth, victory.*
Búaidhreadh, *amhgar, anshódh, distress.*
Bucaide, *a palm, a knob.*
Buinean, *a sprig.*
Bunaidh, *dún, a habitation.*
Bunaít, *a foundation.*
Bunnan, *a bittern.*

C.

Cadhachas, *athmhuintearras, atonement.*
Cailg, *a sting.*
Cailltéanach, *an eunuch.*
Caínteoir, *a reproacher.*
Caissiollocht, *a battlement.*
Caithréim, *triumph.*
Caladh, *a port, a haven.*
Calloid, *a dispute.*
Camhaóir, *eadarsholuis, twilight.*
Cámoga ara, *the temples of the head.*
Cannran, *muttering.*
Caóin, *a surface, rind.*
Caóinteach, *a mourner.*
Carbad, *cart, cogaidh, coiste.*
Carbad a bheil, *roof of the mouth.*
Carcair, *priosun, daingean.*
Cas, *turn, curl.*
Casda, *fillte, winding.*
Castán, *a chesnut.*
Cathraighththeoír, *a citizen.*
Céachd, *a plow.*
Ceannairge, *connspóid, míosguis.*
Go ceannasach, *haughtily.*
Ceapan, *a stump.*
Cearchall, *clúasain, a pillow.*
Céasadoir, *a tormentor.*
Ceasnuigh, *fiafruigh.*
Ceatha, *fras.*
Céodhach, *dim.*
A chaóil, *a leasrach, his loins.*
Chóirigh sé, *he offended.*
Ciapálach, *contentious.*
Ciarsúr, *a kerchief.*
Cineal, *a nation;* also, *kindness.*
Do cinneadh, *they determined.*
Cinneadh, *to decree.*
Cínneamhuin, *tubaiste, a chance.*
Cinnfidh, *orduighidh, fúagraidh.*
Cíothramach, *mean, low, base.*
Ciumhus, *imeal, buinne, a hem, a selvage.*
Cládh, *port, a bank, a rampart.*
Clairbheil, *fairchill.*
Claóidh, *subdue, discomfit.*
Clar, *bas, a board, a plank.*
Cleith, *a roof.*
Clíath, *uchd, brollach, the breast.*
Cloichbheimneach, *prancing, stamping.*
Clúdadh, *folach, scáth.*
Clúmhach, *garbh, feathery.*
Cnadán, *a frog.*
Cnagsa, *push thou.*
Cnáid, *tattle, deride.*
Coguas, *the conscience.*
Coibhche, *hire.*
Coimhdhé, *the Trinity.*
Cóir meanman, *an offence of the heart.*
Cóirigh, *a range, an inclosure.*
Cóirighte, *delicate, adorned.*
Coiripthe, *aingidhe, wicked, depraved.*
Cóisreach, *fleadh, bainis.*
Colamhuin, *a colony, a pillar.*
Colbha, *slat ríogha, a sceptre.*
Cóllaidh, *colpach, a heifer, a cow.*
Comharguin, *a syllogism.*
Comhchogar, *feall, conspiracy.*
Comhgháolta, *kindred.*
Cómhladh, *a gate, portcullis, grate.*
Cómhra, *cróchar, a coffin, bier.*
Comhrac, *a corner, a meeting of two ways.*
Cómhtha, *a companion.*
Confa, *tonnghail, rage.*
Conlach, *stubble.*
Corr, *adhárc, beann.*
Corr-ghlas, *cos dúbh, geadh fhíaghan.*
Cóthughadh, *cosnadh, cúmhdach, defence.*
Crannghaile, *a pulpit.*
Crann-tábhuill, *a sling.*
Crap, *crush.*
Craptha, *warped, shrunk, entangled.*
Críadhaire, *a husbandman.*
Crinteach, *cnáoiteach, fretting.*
Críoncan, *murmur, contending.*
Crodha, *curata, hardy, brave, valiant.*
Croíbheal, *coral.*
Crosach, *checkered.*
Crúach, *cnoc, carn, an heap.*
Crub, *a nave.*
Cúal, *a stake.*
Cuibhrighte, *bound, entangled.*
Cuife, *prúchlais, cúas.*
Cúim, *a covert.*
Cuimil, *touch, rub.*
Cuingir, *a couple, pair, twins.*
Cúma, *fashion.*
Cumadoir, *ceard, a potter, former.*
Cumasg, *a mixture.*
Cúmha, *cáoi, brón, doilghios.*
Cúnnradh, *cóimhcheangal, a covenant.*
Curr, *back.*
Currach, *a fen, a bog.*
Cusboir, *comhartha, a sign.*

D.

Dail air e, *reach it to him.*
Daitheamhlachd, *mordhachd.*
Dala, *espousals.*
Dáoine oireadha, *chief men.*
Dásach, *rough, bold, mad.*
Deaghfhonn, *good pleasure.*
Deanachdach, *vehement.*
Dearc, *see, regard, behold.*
Dearsgnaidh, *excellent, perfect.*
Deireoil, *afflicted.*

Deoraidhe, *a sojourner.*
Déun uaillfeartach, *howl.*
Díbir, *banish, dispossess, chase, drive.*
Dícheil, *forget.*
Dílsiughadh, *securing.*
Díochuir, *drive.*
Díogha, *the worst.*
Díoghluim, *gleanings.*
Díol, *reac, sell, pay.*
Dio-laithriughadh, *depopulation.*
Diolmhanach, *a soldier.*
Díombúagh, *displeasure, indignation.*
Diongmhalta, *iomlán, sufficient, perfect.*
Diorma, *a troop.*
Díothramh, *fasach, fíodhbhadh, frith.*
Dlaoi, *ciabh, dúal, a lock of hair.*
Dlightheamhnach, *a law-giver.*
Docamhal, *a difficulty, a hardship.*
Doigh, *dochas, hope.*
Doirbh, *peevish, quarrelsome, dissatisfied.*
Doirbhios, *anguish, grief.*
Dolas, *desolation.*
Domblasda, *unsavoury, ill-tasted.*
Dombúidheach, *unthankful.*
Dorubha, *a line for measuring.*
Dráoi, *a charmer, a druid, a magician.*
Dréimire, *fáradh, a ladder.*
Dreollan teasbhuidh, *a grasshopper.*
Drithle, *srad, a sparkle.*
Drochdhiol, *evil-intreating.*
Dúagh, *affliction, a cross.*
Dúaibhseach, *gloomy.*
Dúbhacus, *sadness.*
Dubhailce, *vice.*
Dubháin, *(sna háranaibh,) kidneys.*
Duibhchios, *gearradh, tribute.*
Duibhelneach, *a necromancer.*
Duil, *an element.*
Dúilleamhuil, *skilled.*
Duilleachan, *a book, a leaf of a book.*
Duilleog, *a leaf.*
Duisiol, *súmaire, a pipe, a whistle.*
Dul, *a trap, a snare.*
Dúrthach, *a foundation, an unpolished stone.*

## E.

Each coimhlionga, *a dromedary.*
Eachd, *ceangal, aonta, a covenant.*
Eachdranach, *allmhuirrach, a foreigner.*
Eadan, *the forehead.*
Eadarbhúais, *aidhmhillte, cradh, buuidhirt, an agony, dismaying, confusion.*
Eagnach, *osnadh, complaint.*
Ealadhán, *an art;* also, *learning, skill.*
Ealbha, *speil, a herd, a drove.*
Earradh, *wares, merchandise, furniture.*
Easargan, *a tumult.*
Eascara, *an enemy.*
Edail, *spoil, plunder.*
Eidearbhtha, *loose, dissolute, reprobate.*
Eidirmheadhantoir, *an umpire, a mediator.*
Eiliughadh, *an accusation.*
Gan Eisgeartha, *gan choigleadh, without exception.*
Eitre, *a furrow.*
Eitreorach, *silly, weak.*
Eolas, *a science.*
Eolchaire, *wailing.*
Eún fionn, *ostrich,* or *white eagle.*

## F.

Fa Reir, *free, loose.*
Fabhaltas, *tarbha, gain, profit.*
Fabhra, *fringes.*
Faghbhadh, *to strip the dead.*
Fáilchis, *a pit.*
Faistineach, *a wizard, a diviner.*
Fál, *a hedge.*
Faldhos, *a thorn-hedge.*
Falluing, *a mantle.*
Fann, *feeble, weak.*
Re Fánuigh, *casuigh, headlong, into a precipice, or steep descent.*
Fáoin, *bowing.*
Fáoiseadh, *fúaradh, recovering.*
Fáolchú, *mactíre, a wolf.*
Faras, *reason.*
Feall, *mealltoireacht, treachery.*
Feallsamh, *a philosopher.*
Fear friotail, *an interpreter.*
Fearán, *turtuir, a turtle, a ring-dove.*
Fearann branáir, *fallow ground.*
Fearthuinn, *rain.*
Féastrach, *sparaig, a muzzle, a gag.*
Féithleog, *a husk.*
Feúchadoir, *a wizard, a seer, a watchman.*
Fíach, *a raven.*
Fiatghal, *a vetch.*
Figheachuin, *hangings, wreathings.*
Filbin, *a lapwing, woodcock.*
Fileadh, *a bard, a poet.*
Fineachas, *a possession, an inheritance.*
Fineamhuin, *a vineyard.*
Finné, *fiághnuise, testimony.*
Fíoch, *boiling, wrath.*
Fionghal, *parricide, murder.*
Fionnadhmhach, *hairy.*
Fionnbhruine, *fine brass.*
Fiorghloine, *sincerity.*
Firniamh, *purify, consecrate.*
Fis, *a dream, a vision.*
Fláith, *a benefactor,* or *a beneficent person.*
Fobhair, *salve, ointment.*
Fodhomhain, *a gulf.*
Foghard, *tingling, hissing.*
Foghluinte, *a scholar.*
Foirgneamh, *a building.*
Foiriomlach, *formal, outward.*
Foirithin, *aid, help, relief.*
Fóirlion, *complete, fulfil.*

Folmhuigh é, *empty it.*
Fonsa, *a troop, a band.*
Forbhailtigh, *acceptable.*
Forlá, *goimh, anguish, pain.*
Fosuigh, *lodge.*
Fóthrughadh, *to melt, to purify with fire or water.*
Fráoch, *fierceness.*
Fríochnamhach, *cúramach.*
Frog, *a frog.*
Fúagra, *a proclamation.*
Fúaradh, *cooling, refreshing.*
Fúathas, *a den.*
Fúineadh, *boiling.*
Fuirfheathamh, *an overseeing.*
Fúlangtha, *passions.*
Fúrachus, *expectation, watching, weariness.*
Furáil, *offer.*

G.

Ga, *a beam.*
Gabhal-fulaing, *a base, pillar, undersetter, a prop.*
Gach ré núair, *re sealuidheachd, by courses.*
Gaisge, *prowess.*
Gangaide, *a deceiver.*
Gáothaire, *gal, a vent, a vapour.*
Garamhuil, *commodious.*
Garrbhuaiceach, *clamorous, noisy, talkative.*
Gart-éun, *a quail, corn-craick.*
Gasta, *glic, intleachdach, expert, cunning.*
Gath, *a sting.*
Gealbhan, *a sparrow.*
Geanmnuidh, *chaste.*
Geannaire, *a hammer.*
Gearb, *claimh, a scab.*
Geasadoir, *a superstitious enchanter, an exorcist, a wizard.*
Geasrogadh, *superstition.*
Geibhionn, *fetters.*
Géolacha, *wooden instruments for burial.*
Géuruigheachd, *railing.*
Gheall sé, *he professed, promised.*
Gineamhuin, *spring, generation, conception.*
Giorac, *a tumult.*
Gonadh, *to pierce.*
Gragan, *baile, cuimin, a village, a suburb.*
Graifne, *an alarm.*
Greann, *engrave.*
Greanuigh, *defy.*
Go grinn, *attentively, stedfastly, sharply.*
Gríogchan, *a constellation.*
Gúas, *peril, hazard, danger.*

I.

Iarmhoireacht, *inquiry.*
Iarsma, *iardhraoi, fúighioll.*
Iascaire ciarneach, *an ospray, ostrich.*
Ice, *balm, rosin.*
Imdheanta, *faicsiona, cuma, fashion.*
Imreasan, *a controversy.*
Imsniomhach, *uneasy, sad.*
Inbhear, *pasture.*
Indhearbh, *crúthaigh, prove.*
Inghnétheach, *iolradh, eúgsamhla, divers.*
Ingreim, *persecution.*
Inlidh, *make ready.*
Inneachadh, *aithis, caineadh, abuse.*
Innil, *a snare, a gin.*
Iom-aithfear, *reproof.*
Iomhúaghail, *wandering.*
Iomraidhteach, *cluiteach.*
Ionathar ar crith, *bowels yearned.*
Ionlaóghas, *increase of young cattle.*
Ionrain, *to miss, tell, or number.*
Ion-táoibh, *trust.*

L.

Laighe, *a mattock.*
Laimhdeachus, *braighdeanus, captivity.*
Lámh, *dare.*
Lann, *bláosg, slig, a scale.*
Lás, *dearg, blush.*
Leac, *tuama, a sepulchre.*
Leannan sith, *a familiar spirit.*
Leathanach, *a page.*
Leath-luighe, *leaning.*
Leathrannach, *partial.*
Léathroid, *a ball.*
Leithreachus, *separation.*
Leithrigh, *restrain.*
Leis agus ladhairg, *hip and thigh.*
Léoman, *peist, mioltog, a moth.*
Líne, *a line.*
Ling, *spring up.*
Locfa, *forbear.*
Loilghidh, *crodh bainne, milch cows.*
Loinnir, *shining.*
Lúaimneach, *beat, skip, pant.*
Luchd droch-choinghill, *covenant-breakers.*
Lúigheachán, *an ambush.*
Luisgionn, *a frog.*

M.

Macanta, *crionna, prudent.*
Ag Macnamh air, *astonished at.*
Macnus, *pleasure, luxury.*
Mádhm, *an overthrow.*
Madhmhuigh orra, *tiomain, press, fall on, chase.*
Maineachtnach, *neamhchuramach.*
Mairtineach, *a cripple.*
Maoitheadh, *boasting.*
Maóthain, *a springing, sprigs.*
Marbh-fhasc, *the swathings.*
Mathghamhan, *a bear.*
Meadhuigh, *meditate.*
Mealbhucan, *a cucumber.*
Meathusradh, *fatlings.*

Meirdreachus, *druis, fornication.*
Meirleach, *an outlaw, a rebel.*
Meithle, *reapers.*
Mhainnigh, *weakness.*
Millteóir, *an oppressor.*
Milmheachan, *mallows.*
Mionnocham, *I adjure thee.*
Moirte, *deascadh, dregs, lees.*
Monghair, *roaring.*
Morgadh, *stench, corruption.*
Mot, *a mount, a place for courts.*
Muc aillaidh, *torc, a boar.*
Mugharnaigh, *the ankles.*
Múin, *teagaisc, teach.*
Muineach, *dos, deilg, thorns.*
Muinmhear, *hemlock.*
Muirighin, *úalach, cúram, a family.*
Muirnin, *seircin, a darling.*
Mul, *an axil.*
Mursanach, *a subject.*

N.

Neulladóir, *a prognosticator, astrologer.*
Neullfartach, *slumbering.*
Noibhiseach *ríaghla, a proselite.*
A Numhail, *in acquaintance, notice.*

O.

Oide múinte, *sgol-mhaighisdir.*
Oilbheim, *offence.*
Oilithre, *a pilgrimage.*
Oineach, *mercy*
An Oirchil, *expecting.*
Oirchiseacht, *gifts of bounty.*
Oirdhearc, *oir-dhearg, illustrious, noble, famous.*
Oireamhna, *influences.*
Oireamhnach, *expedient.*
Oiridh dho, *serve ye him.*
Oirnigh é, *deck, adorn him.*

P.

Pabhal, *leaca, pavement.*
Pailmscath, *the gourd, palmerist.*
Paintear, *dul, eangach, a snare, a net.*
Peirse, *cúrsa, a rank, a row.*
Piosarnach, *peeping.*
Piseogach, *a witch.*
Pollaire, *no cuinnean na srona.*
Praidhinn, *affliction.*
Preaban, *ceart, a rag.*
Punnán, *a sheaf.*

R.

Rabhartha, *overrunning.*
Rad, *furnished.*
Reachd, *a law.*
Re filleadh, *in the twinkling of an eye.*
Reim, *a course of life.*
Righfheinnidh, *fian, a general.*
Ringthe lingthe, *leaping.*
Rinn, *a point.*
Ríoghthach, *a felloe.*
Róilleun, *a fan.*
Roithleun, *a wheel.*
Róithreim, *rushing.*

S.

Sáimhe, *delight, pleasure.*
Sbor, *crúba, cróga, a talon.*
Sbrúighleach, *morsels.*
Scag, *strain thorough.*
Scairt, *the caul.*
Scían bhearrtha, *razor.*
Sciobol, *a barn.*
Scóith, *bereave.*
Scraiste, *a sluggart.*
Seal, *a course.*
Secreid, *private.*
Seún, *prosperity.*
Séunmhar, *happy.*
Sgabadh, *separating.*
Sgachan, *a sierce.*
Sginfe, *thrust, bud, spring, rush.*
Siansa, *a shout.*
Síneach, *gúirin, a wen.*
Sioc, *frost, ice.*
Siosarnach, *whispering.*
Ag Siosurnuigh, *whispering, hissing.*
Síurdan, *a rattling.*
Sladmhoire, *a robber.*
Sleacht, *fall down, worship.*
Slíghe, *a sect, faction.*
Slíoghte, *sluctha, búaillte, beaten.*
Smearóid, *a burning coal.*
Sméarthachd, *groping.*
Smotán, *a stock.*
Soifillte, *supple.*
Sólas, *comfort.*
Spairt, *a clod.*
Sparra orrdha, *a wedge of gold.*
Speal, *a scythe.*
Spíon, *search.*
Spreigheadh, *spreading.*
Spriosán, *a bundle of sticks.*
Sprúadhar, *outcasts.*
Sracaire, *ragaire.*
Sráoil, *push, scatter.*
Sruimh, *the nose.*
Stáid, *a furlong.*
Stalcaire, *a fowler.*
Stíall, *strocadh, rent.*
Uile Stúaim, *every device.*
Súbhachus, *joy.*
Súbhailce, *virtue.*
Suinnen, *sideadh, a blast, puff.*
Sunnghaoth, *blasting.*

T.

Taidhbhse, *a vision.*
Taigiuir, *aluinn, binn, ard, sweet, shrill.*
Tairfeith, *ceathramhan, sliafad.*
Taiseachd, *moisture.*

Tanúghadh, *waxing pale.*
Tar lear, *from far.*
Tarthuigh, *save.*
Tatháoireach, *slandering.*
Teagmhail, *meeting.*
Teasd, *wanting.*
Teilgin, *a decree.*
Teucht é, *curdle it.*
Teulto, *creeping.*
Do Thabhuigh, *exacted.*
Throm-luigh, *overlay.*
Tiaich, *a scrip.*
Tileadh, *the hind-deck, stern.*
Tinbruid, *a cistern.*
Tinnteach, *lightning.*
An Tleth, *a cockatrice.*
Tocar, *a causeway.*
Tochal, *wounding, destroying.*
Tochar, *a passage, a current.*
Toicheasdal, *an uproar, a noise.*
Toirbhir, *dedicate.*
Toirbhleasgadh, *rattling.*
Toircheadh í, *she conceived.*
Toireamh, *a plowman.*
Tonnaigh, *glittering.*
Tráchdadh, *tradition, a treatise.*
Trasnan, *a ledge.*
Treagh, *a fish-spear.*
Treathán, *tonn, a wave.*
Triopal cáor, *tarpain, a cluster of grapes.*
Troilighe, *decay, sprain.*
Truaillighe, *defiled, profaned.*
Túairfe, *prophesy.*
Tuarasdalach, *formalach, a hireling.*
Tuighe, *fodder.*
Tuill, *contain, deserve.*
Tuiriosg, *a saw.*
Túiseoir, *sionsa, a censer.*
Tuismighteoir, *a parent.*
Tuismuidh, *travelling, delivery.*
Túlchabhcan, *an owl.*

## U.

Uáin, *a turn, a course*
Ucaire, *a fuller, a walker.*
Ullmhachd, *forwardness.*
Umorro, *yet, also.*
Unfurtúigh, *wallow.*
Urchóid, *a displeasure, an ill turn.*
Urlabhra, *eloquence.*
Usga, *túis, incense.*

---

PRINTED BY J. MOYES,
Greville Street, Hatton Garden, London.

